To Mrs. Mitchel Page(?)
April 26th 1905 with warmest regards William O'Brien

# Toraḋ na Gaeḋilge
ar
# Aiṫeasc agus ar Ġréiṫriḃ na nGaeḋeal.



---

## Aiste

do léiġ

**Liam Ó Briain, Feisire,**

Os comair Ċumainn Náisiúnta Ċorcaiġe, istoiḋċe Dia hAoine,
an tríoṁaḋ lá déag de ṁí na Bealtaine, sa ḃliaḋain
a hoċt gcéad déag, a dó déag ⁊ ceiṫre fiċid.

William O'Brien

---

Curṫa i nGaeḋilg
ag
**Taḋg Ó Murċaḋa**
("Seanḋún").




Ar n-a ċur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge,
i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1905.

# PREFACE.



It is pleasant to know that for the one friend the Gaelic Language possessed when this Lecture was delivered ten years ago, it possesses a thousand friends to-day. I had to begin with an apology then for attempting to interest an Irish audience in the Gaelic Language. Probably, I should have to begin now with an apology for not addressing them in Gaelic.

WILLIAM O'BRIEN.

*June 30th*, 1904

# TORAḊ NA GAEḊILGE
## AR
# AIṪEARC AGUS AR ĠRÉIṪRIḂ NA NGAEḊEAL.



Tá a fios agam, go maiṫ, gur deacair suim do ḃeiṫ ag cruinniuġaḋ d'Éireannaċaiḃ óga i molaḋ nó i gcúrsaiḃ teangaḋ na Gaeḋilge.

Is le lag-ṁisneaċ do ṫoġas an sean-scéal tnáitte seo mar aḋḃar óráide do ċumann go ḃfuil a smaointe díriġte ar fad aca ar na gnóṫaiḃ a ḃaineas le n-a linn féin.

Ġeoḃfar an freagra so ó ḋaoiniḃ ċiallṁara: "An ḃfuilir i ndáiríriḃ, agus a ċur mar ḟroṁaḋ ar náisiúntaċt Ġaeḋealaiġ, naċ fuláir d'Éireannaċaiḃ, faillige do ṫaḃairt i n-urlaḃra Séicspiar—i n-urlaḃra an Ḃúrcaiġ, i n-urlaḃra Milton ⁊ Neúman, ar son urlaḃra na mboṫán atá suiḋte ar fud ċeanntair Ċuain na Mara?"

Ní leor leo mar ḟreagra a ráḋ: "Ní mó iarrfainn ar Ċlannaiḃ Gaeḋeal ar fud an doṁain a gcúl do ṫaḃairt ar an ráċtmas agus ar an réim atá buaiḋte aca le dian-saoṫar ins na tíorṫaiḃ móra i n-a ḃfuil

an Sacs-Béarla fé áirḋ-réim, agus cur fúṫa imeasc na gcurraċ ⁊ na gcarsaig i gConnaċtaiḃ."

"Cad ċuige, ar an aḋḃar soin," adéarfaiḋ an duine stuamḋa, go beo-ġlórach, "i n-aois mar í seo, atá ag claonaḋ ċun aon teangaḋ aṁáin do ḟoir-leaṫanuġaḋ, ⁊ na hil-ṫeangṫaċa do ċur ar ceal? Cad é an tairḃṫe, iarraċt do ṫaḃairt ar ṫeangaiḋ do sgiobaḋ ó'n mbás, go ḃfuil a líoṁṫaċt ⁊ a bríġ caillte aici leis na ciantaiḃ, agus mara mbeaḋ baoṫ-ġlór buiḋne bige éaganta, go ḃfaġaḋ sí bás le neart a laige féin? Cad é an fáġaltas dúinn ḃeiṫ d'ár mboḋraḋ féin, ag caoineaḋ na sean-aimsire, ⁊ ar neaṁ-spleáḋċas le baint amaċ againn — ar gcurraċa le tiormuġaḋ againn, ⁊ ár seolta olna le cur ar siuḃal againn, ⁊ ár gcuid tailiṁ ag brúċtaiġ ċun saiḋḃris táinte ⁊ foġṁair buiḋe do ṫaḃairt dúinn go hiomadaṁail?"

Sidé mo ḟreagra-sa ar na ceisteannaiḃ seo: Ar an gcéad dul síos, cé go ḃfuil luċt coimeádta na dteangan ⁊ na náisiúntaċta ag claonaḋ ċun sliġe coitċinne do ċur ar bun ċun a leasa go léir, ċoṁ maiṫ ⁊ ná beaḋ ins an doṁan uile aċt aon ċineaḋ aṁáin, is treise ná soin an claonaḋ atá: an t-idir-ḋealuġaḋ cáiliḋeaċta fola ⁊ teangan ⁊ béasa do ċoinneáil beo, mar gurab iad a ġríosas inntleaċt na náisiúntaċta—agus táid ċoṁ riaċtanaċ, ċun iad do ċoinneáil fé leiṫ, ⁊ atá a ġnáṫ-ḃéasa féin do gaċ duine fé leiṫ.

I n-agaiḋ an duine—dá céad bliaḋan ó ṡoin ann—

ná raiḃ eolas aige aċt ar aon teangaiḋ amáin, tá míle duine anois ann go ḃfuil eolas aca ar ḋá ṫeangaiḋ.

Ins an dara háit, cé ná hiarrfainn ar ḟearaiḃ óga na hÉireann an ḟaillige buḋ luġa do ṫaḃairt ins an dian-ċomrac atá ar siuḃal aca ċun a neaṁ-spleáḋċais do ḃaint amaċ, nó i ngnóṫaiḃ móra soċraċa aṫ-ċruṫuiġṫe a dtíre do ḃeiḋ aca de ḃarr an neaṁ-spleáḋċais sin, is táir iad na daoine do ṁúċfaḋ claon naoṁṫa na náisiúntaċta, mar gurab innte atá anam ⁊ fuinneaṁ ⁊ coṁaċt ar gcoṁraic ⁊ an dóṫċas do neartuiġeann ⁊ d'árduiġeann sinn go hárd, os cionn easaontais so-imiġṫe na haimsire seo, ⁊ do ḃíonn 'na ṫaca againn i n-am ár ndubróin.

Is i dteangaiḋ ársa na nGaeḋeal atá ceann-tobar a mbeaṫaḋ ⁊ a n-anma le faġáil ; ⁊ ní ḟéadaim a ṁeas gur dóiġ le cumann d'ḟearaiḃ óga i gCorcaiġ, gur mian leo náisiúntaċt na hÉireann a ḃeiṫ ar a gcoimirc aca, go mbeaḋ uair nó ḋó caiṫte go neam-ṫairḃṫeaċ aca ar lorg cionnus mar atá an spioraid Gaeḋealaċ fiġṫe isteaċ ins an gcáiliḋeaċt náisiúnta, ⁊ naċ fuláir do ḃeiṫ fiġṫe i n-éin-litriḋeaċt náisiúnta leiṫliġe.

Agus ag maċtnaṁ, cionnus mar do ṫuit an níḋ ait seo amaċ, ⁊ a ráḋ go ḃfuil sé riaċtanaċ a iarraḋ ar ṡluaġ d'Éireannaċaiḃ óga, atá ar lán-lasaḋ le tír-ġráḋ, maċtnaṁ a ḋéanaṁ go ceannsa ar an dteangaiḋ náisiúnta soin, an oiġreaċt is ársaiḋe dá ḃfuil

againn, ⁊ ar bpríṁ-ṫeideal gur cineaḋ ar leiṫ linn féin sinn.

Maċtnuiġmíd go geanaṁail ar ṡeana-oiġreaċaiḃ eile, ⁊ gan de ḟaġáltas dúinn ionnta aċt go gcuirid an tsean-aimsir i gcuiṁne dúinn. Do ḃeaḋ an ṗuiblíḋeaċt ar lasaḋ le feirg i dtaoḃ oibre milltiġe an té d'ḟuadóċaḋ leis cloċa mion-ṡnuiḋte a sean-ṫeampall cun falla botáin do ċur suas dó féin leo—nó do ḋéanfaḋ coiréal de roiligíḃ ríoġḋa na Bóinne, ċun bóṫar do ḋeisiuġaḋ leo.

Is mian le gaċ Éireannaċ deaġ-oilte cloċa cillíní an Ċunga do ċur le céile go hurramaċ, an t-ionad aḋlacta i n-a bfuil Ruaiḋrí Ó Conċuḃair, an t-árd-rí deiriḋ do ḃí ar Éirinn, 'na luiġe 'na ṡuan go lá an Luain. Preabann ar gcroiḋte, ar féaċaint dúinn ar an maḋm i seana-ḃallaiḃ caṫraċ Luimniġ, ar ar raideaḋ slóiġte Rí Liam 'na ngiotaiḃ foġa i n-áirde sa spéir; ⁊ an áit i n-ar ṫreascair an gaḃa groiḋe calma na hallṁuraiġ le n-a órd.

Is le mór-urraim a leanaimíd coiscéimí an Doċtúra Peitrí, ar fuid ráṫa na Teaṁraċ, ⁊ é ag foillsiuġaḋ dúinn ionad an Tiġe Ṁíoḋċuarta, tráṫ dá raiḃ sí go haoiḃinn fé ragairne ríoġaṁail; ⁊ an grianán i n-a raiḃ Gráinne 'na suiḋe, an céad uair do fuair sí lán a súl de Ḋiarmuid, ⁊ é ag cur an ḃáire ar iománaiḋṫiḃ Laiġean ar an ḃfaiṫċe féar-uaiṫne, ⁊, dá ḃarr, gur ṫug sí searc a cléiḃ dó.

Cuireann túr briste, nó sean-ainm áite, nó ionad aḋlacta na sean-laoċraiḋe i gcuiṁne dúinn na

fleaḋa ríoġḋa ⁊ na saor-ċleasa lúṫġáireaċa do ṫaiṫiġ ar sinsir na mílte bliaḋain ó ṡoin.

Tá duine ceapaiṫe ag Bórd na nOibreaċ gCoit-ċeann, ċun a ḃeag nó a ṁór de ḋeisiuġaḋ—agus is gnáṫaiġe leis an ċuid is luġa ḋe a ḋéanaṁ,—ar gaċ scoilt ⁊ caiṫeaṁ a ṫagann leis an aimsir ar ár gcloig-ṫeaċaiḃ, ⁊ ar ár sean-ċillíniḃ; aċt cionnus a ṫár-luiġeann sé go ḃfuil an oiġreaċt is ársaiḋe ⁊ is luaċṁaire dá ḃfuil againn ag dul i n-éag os coṁair ár súl, ⁊ gan neaċ le faġáil ċun a báis do ċaoineaḋ, aċt so-ṫruaġtán fánaċ duḃrónaċ?

Aċt cad é an ċaḃair ḋúinn ar sean-ḟoṫaraċa ċun léir-ṫuigsinte a ṫaḃairt dúinn ar ṫeasaiḋeaċt na fola do ġluais go luaimneaċ tré ḟéiteaċaiḃ ár sinsear il-ḃéasaċa do ṫug a saoġal roṁainn i nInis na ḃFíoḋḃaḋ—cionnus mar a ċuireadar díoḃ é—sealad go gráḋṁar, sealad go haċrannaċ, ⁊ sealad go fialṁar, i gcóiṁ-ṁeas leis an dteangain do laḃradar le beoḋaċt a n-anamann agus ar ċloisint a fuama ḋóiḃ, go bpreabaḋ a gcroiḋṫe le haiteas?—⁊ gurab innte atá taisgiṫe smaointe agus caoṁ-uaim na ndán do ċan Oisín le linn a óige—agus gur le n-a coṁaċt do ḋín Brian an bríseaḋ ar ḟlóiġtiḃ na nDanar, ar ṁaċairíḃ Ċluana Tairḃ; agus le n-ar ṫug Colm Cille leaṫ-iarṫar na hEórpa fé n-a ċaoin-riaġail, ó n-a ċillín mór-ċlúṁail i n-Í.

Maċtnuiġmís ar ċuma eile 'na ḃfuil teanga Fóḋla 'na ciste náisiúnta. Tá cúis ṁórḋála ag cineaḋ na

nGaeḋeal, a ḃaineas leo féin aṁáin—'sé sin, go bḟuil seanċas ċoṁ fírinneaċ ⁊ ċoṁ mór-is-fiú, oiġriġṫe ar a sinsear ag an líon tiġe is úirísle aca, ⁊ is féidir a ċur síos ar urṁór de nua-ṁaiṫiḃ na linne seo. Aċt tá an seanċas soin curṫa bun os cionn ċoṁ mór soin, le trí ċéad bliaḋain gur ḃ'ḟóbair dó ḃeiṫ imiġṫe gan tuairisc.

An seanċas fíor-ċruinn a deintí gaċ re dtrí mbliaḋain ar ġeinealaċaiḃ na nGaeḋeal i bḟeireannaiḃ móra na Teaṁraċ ag na bárdaiḃ ⁊ ag na seanċaiḋṫiḃ, ⁊ curṫa 'na luiġe go beaċt agus go buan aca i gcuiṁne na ndaoine,—tá an seanċas soin go léir ruaiḋte ċoṁ mór soin anois, go bḟuil sé 'na ċúis ṁóir aiṫise d'ár gcineaḋ.

Tá misneaċ ag teaċt dúinn anois, áṁṫaċ, ⁊ is féidir ḋúinn féaċaint siar, de ḋruim aḋgáin ḟuiltiġ na dtrí gcéad mbliaḋan so. Féadfam dul ar lorg an tseanċais sin arís, a ṫabarfaiḋ cunntas ċoṁ cruinn dúinn cé'r ḋíoḃ sinn ⁊ cad as dúinn ⁊ is féidir a ṫabairt ar éin-niḋ a ḃaineas le stair an ċiniḋ ḋaonna. Féadfam leanaṁaint orainn siar, ar lorg cúrsa gaċ móir-ṫreiḃe de'n ċineaḋ Ġaeḋealaċ, tré iol-stair ċríċe Ealga,—i bḟad siar i gcéin, go bḟaġam cunntas ar Ċlannaiḃ Ṁileaḋ na bḟolt mbuiḋe ag gaḃáil seilḃe Scotia—i laeṫiḃ níosa ársaiḋe ná tráṫ ṁóir-réime Caṫrac na hAiṫne—le linn na haimsire, b'ḟéidir, gur cuireaḋ ar bun múir Caṫraċ na Trae.

Níl i maoiḋeaṁ an deaġ-oilte seo ár gciniḋ éin-

níḋ do ṫaḃarfaḋ an marla is luġa d'éin-treaḋ eile ḋe'n ċineaḋ daonna.

Is fánaċ é an té 'nár measc d'ḟéadfaḋ seanċas gan beárna a ḋéanaṁ ar a ṡinsear, cé gur mór é mian na nuaḋ-uaisleaċta é ḋéanaṁ.

Tá cúis ṁaoiḋte ṁacánta le déanaṁ ag ár gcineaḋ: cé go raḃamar, idir íseal ⁊ uasal, rannṗáirteaċ i mboċtaineaċt iarsgúlda ⁊ i gcóiṁ-ṁeascaḋ fola, do ċuireamar dínn iad, áṁ, gan dul d'ár ḃfuinneaṁ; aċt a aṫarraċ, lán de ḋeiġ-ṁianaiḃ, ċun sinn féin d'aiṫ-ḃeoḋuġaḋ le gaċ suḃáilce, d'ár ḃ'ḟéidir a ḟaġáil imeasc na huaisleaċta is aoirde le ṡaġáil ċun miana an duine d'árduġaḋ i ngaċ níḋ a ḃaineas le cineaḋ laoċraiḋe, ⁊ dealḃ ionnraic ciniḋ naoṁṫa.

'Na ḟoċair sin tá cosaint déanta orainn ar ḃaot-ṁaoiḋeaṁ a deaġ-oileaḋ ar gciniḋ, ins an gcéill 'na dtuigtear é imeasc na nuaḋ-uaisleaċta; 'sé sin, gurab ar éigin d'ḟág mearṫal na dtrí gcéad mbliaḋan so éin-deifir idir ḟlioċt an taoisiġ ⁊ slioċt a luċt leanaṁna.

Tá sólás le faġáil ag an dream is boiċte againn, ar léiġeaḋ staire ár dtíre ḋúinn ar ṁéid ár mboċtaineaċta—gur deaṁraiṫiġe gur b'é an trúig sé ndeara léi, gur roġa le n-ár sinsearaiḃ fuil a gcroiḋe do ṫaḃairt ag troid go calma i n-aġaiḋ Carew nó Cromwell, níosa túirse ná táir-ḃeart d'imirt i n-aġaiḋ a gcreidiṁ ná a dtíre.

Ní hoiġreaċt suaraċ do náisiún í seo. An dóiġ leat go ḃféadfaḋ tuataċ i gcurraċaiḃ Lancashire

léir-ḟeanċas a ḋéanaṁ ar a ṫúirmiġṫeóiríḃ imeasc na sluiġte do ḃí ag caṫ Hastings ċoṁ mórḋálaċ leis an Howard nó leis an De Winton, ba ṁó le ráḋ ḋíoḃ go léir?

Aċt tar éis áir ⁊ léir-screasa do-labarṫa ar gcinid, ní ag dul ṫar fóir é a ráḋ go ḃfuil na céadta treaḃ Gaeḋealaċ ag lonnuġaḋ fós, go neaṁ-spleáḋaċ, ar ṫeorannaiḃ fearann a sean.

Cá ḃfaġfar imeasc nua-uaisleaċta na hÉireann, an té gur féidir leis seanċas a ṡinsir do ċur síos ċoṁ fírinneaċ le pór ríoġḋa Ṡasana, ⁊ leanaṁaint orṫa ċoṁ fada siar le linn daor-ḃruide na hEórpa fé ċeannas na Rómánaċ.

Tá an cineaḋ Gaeḋealaċ i ḃfus ins na tíorṫaiḃ seo, ⁊ ṫar lear i nAimeirice, ⁊ iad gríosuiġṫe le gaċ subáilce d'ar ḃain le n-a sean-sinsearaiḃ, ⁊ iad i ḃfíor-ṫosaċ gaċ deaġ-ġnóṫa ċun leasa an ċinid ḋaonna. Is í an teanga Ġaeḋilge ár dteideal ar an oiġreaċt ársa ríoġḋa so.

Is i ngeinealaċaiḃ Ḋuḃalṫaiġ Ṁic Ḟirḃisiġ ⁊ 'na leiṫéidíḃ, cé gur mór díoḃ atá ag dreoġuġaḋ i láiṁ-scríḃinniḃ, gan ḃeiṫ curṫa i n-eagar fós, do ġeoḃam cunntas ros-lán ar gaċ ṁóir-ḟlioċt ṫreiḃe Eóċaḋ ⁊ Ċuinn—ní hé aṁáin, ar ríġṫiḃ ⁊ ar laoċraiḃ gaċ treiḃe díoḃ, aċt ar ċruitiríḃ, ar liaiġṫiḃ ar ollaṁnaiḃ ⁊ ar ġrinn-ṡeanċaiḋṫiḃ, ar luċt ioṁċurṫa na gcorn, ⁊ ar luċt il-ċeárd oilte gaċ treiḃe aca.

Aċt ar nós Charles Surface, an caiṫteaċ gan ċéill, sgaoileann slioċt Ṁíleaḋ ionnṁus seanċais a sinsear

uaṫa ar neaṁníḋ, gan an oireaḋ ⁊ orna bróin Baoṫáin Uí Ṡruḋáin do ċur arta, ar sgaraṁaint leis dóiḃ.

'Sé toraḋ na táir-ḃeirte seo—ní hé aṁáin gur ḋin sí deiġilt idir sinn féin ⁊ stair ar n-aiṫreaċ, atá ċoṁ greanta le héin-níḋ atá curṫa síos ag Scott, ⁊ níosa ḟírinniġe ná mar a aiṫristear ar Herodótus, aċt ná raiḃ náisiúntaċt Ġaeḋealaċ curṫa ar bun go dtí a ḃfuil le céad bliaḋain ó ṡoin, an tráṫ do ḋíriġeamar ar urlaḃra an sgrioḃadóra do laḃairt, ⁊ sgaraṁaint le coṁarṫaíḃ ár náisiúntaċta ársaiḋe, do tugaḋ ḋúinn tré ḟuiḋeaṁ dliġṫe, atá ċoṁ hársa do-aṫarruiġṫe naċ mór, le haillṫíḃ na Ḟódla atá ag déanaṁ síor-ċoimirce ar ár ndúṫċas, i lár na bóċna.

Níl d'eolas againn ar na niḋṫiḃ a ḃaineas le bun-riaġluġaḋ ar dtíre, aċt aṁáin a ḃfuil againn ó Lucas nó ó Wolf Tone. Ní mór go ḃfuil éin-litriḋ-eaċt eile againn aċt aṁáin aṁráin ⁊ ealaḋna Ċumainn na Nua-Éireannaċ.

Ná beireaḋ éinne leis go measaim-se a ċur i dtuigsint gur ḃféidir inntleaċt aosa óig na hÉireann do ċur fé ṫeagascóireaċt ṫír-ġráḋaiġ ḃuan-ṡeasṁaiġ dob' ḟearr ná teagasc Tone ⁊ Davis. Níl sé ceapaiṫe agam laḃairt anois i dtaoḃ an ġáḃa atá le hiarraċt níosa ḃfearr do ṫaḃairt, nó scrúduġaḋ neaṁ-ṫairḃteaċ do ḋéanaṁ, ar scríḃneóiriḃ na Nua-Éireannaċ, má tá iomadaṁlaċt na litriḋeaċta le beiṫ noċtaiġṫe ċoiḋċe ná raiḃ de ṡaoġal ag Davis aċt súil-ḟéaċaint do ṫaḃairt uirṫe.

Níl uaim, do'n ċor so, aċt go dtaḃarfaiḋe sé

nDeara cionnus mar a riṫ le Davis coṁaċt níosa ṫreise do ḃeiṫ aige ar aos óg na hÉireann, atá 'na mbeaṫaiḋ anois, ná mar do ḃí aige ar a ċoṁ-ṁair-ṫeannaiḋṫiḃ féin.

Is é an fáṫ atá leis ná tearuiḋeaċt so-ġluaiste a ṁeoin ṡuairc féin do ḃíoḋ gaċ re dtráṫ go duairc ⁊ go soilḃir—tráṫ ċoṁ ceannsa le hainnir fé ċaoin-spiorad ġráḋa, tráṫ eile ar lasaḋ le haitear an ċaṫa ⁊ arís eile ċoṁ meiḋreaċ ⁊ dá mbeaḋ sé ag íḃe fíona i ḃfoċair seana-ċuraiḋe na hÉireann fad ó.

Ḃí na smaointe seo aige de ḃárr an ṁóir-ġeana do ḃí aige do ṡean-ṫeangaiḋ na hÉireann ⁊ ar an mbáiḋ aigeanta do ḃí aige agus do ċlaon le na heaċtraiḋiḃ draoiḋeaċta do ċuireann sean-litriḋ-eaċt na Gaeḋilge uaiṫe ċoṁ náḋúrṫa ⁊ a ċuireann sgoṫ an ṁóinféir bolaḋ cuṁra as, fé ḋrúċt na maidne um Ḃealtaine.

Níor ḃféidir le héan-duine, go raiḃ an Ġaeḋilg i n-ainḃfios air, "Caoineaḋ Eoġain Ruaiḋ" nó "Uaill-ċuṁa na nIarla" do ċanaḋ.

Ní fuláir ná gur tré ṁaċtnaṁ ṁeartail ar ṁóir-intleaċt ġarta na mbeo ⁊ na marḃ é, ná beaḋ i dtír-gráḋṫóir Ġaeḋealaċ na haimsire seo aċt mar a beaḋ duine gan éisteaċt aige ag Feis na Teaṁraċ, nó duine ag taḃairt cluaise ḋon Niallaċ agus é ag gríosuġaḋ a ṡlóigte ⁊ gan focal d'á ċainnt do tuigsint. Ní beaḋ ann aċt coigċríoċ cois teine i ḃforlongport Sléiḃe Ċaisil.

Agus ar an dtaoḃ eile, dá mb'féidir le Cúċulainn

⁊ le Fionn, le Ríġ Niall ⁊ le Brian, le Naoṁ Colm Cille ⁊ le Naoṁ Colmán—dá mb'ḟéidir le hArt Mac Murċaḋa ⁊ le Fiaċa Ó Broin ⁊ le hAoḋ Ruaḋ Ó Doṁnaill, gan a lán eile naċ iad d'áireaṁ, gur ḃin suḃáilcí a mbeaṫaḋ úir na hÉireann do ċoir-pircean—dá mb'ḟéidir le luċt na n-éaċt-ġníoṁ ar ṁuir ⁊ ar ṫír, gurab i gcuiṁne a dtréiṫe atá seasaṁ náisiúntaċta Gaeḋealaiġe—dá mb'ḟéidir leo so uile aṫ-ċuairt do ṫaḃairt ar ḃeannaiḃ lán-tsruṫaċa Fáilḃe, do ḃeaḋ sé air aca teiċeaḋ leo féin siar imeasc na mboṫán ⁊ na gcairrgeaċ, ar lorg duine éigin do ṫuigfeaḋ a n-urlaḃra—nó, b'ḟéidir, ar eagla go mbeifí ag déanaṁ cnáide fúṫa.

Is é an ċúis fé ndeara dóiḃ seo ná fuil sé d'ḟonn orṫa teanga na hÉireann do sgioḃaḋ ó'n mbás, go ndeirid gur teanga neaṁṫairḃṫeaċ í ⁊ gur deacair í ḟoglaim. Níl éin-niḋ le fáġail de ḃarr ḃeiṫ ag ceilt na fírinne: 'sé sin, go gcuirtear na mic léiġinn i n-eadoċas ar an gcéad iarracht do ṫugaid ar í ḟoglaim.

An tuirse ḃíonn sgraiméar na Gréigise foglumṫa ag duine, feadfaiḋ sé leaḃair d'oscailt 'na ḃfuiġiḋ sé nua-litriḋeaċt Rómánaċ dá ḃreaġṫa ⁊ dá ṫaiṫ-neaṁaiġe, scríoḃṫe i dteangṫaiḃ eile, go soiléir so-ṫuigsionnaċ ⁊ inléiġṫe le haiteas ṫar ḃarr.

Tá a aṫarraċ le ráḋ i dtaoḃ na Gaeḋilge, ámṫaċ. Sin í ar leiṫ léi féin í, ag greamuġaḋ go dílis, gan claoċlóḋ, dá préaṁ-focail, ⁊ do-scaoilte ó ḟuiḋeaṁ ársa a fuama féin; agus an ḟairrge coiṁṫeaċ 'na

crios dá síor-ċosaint, ar ċuma go gcloistear fuama a guṫanna ag síor-ḃreiṫ buaḋa ar na consonaiḃ; agus í ag sgéiḋeaḋ le fuaim neaṁ-ċoitċinn, gan de ċosaṁlaċt aici le deire ṁion-ċanaṁainte na Fraincise ná na hIodáilise, aċt an oiread ⁊ atá idir Suantraiḋe Gaeḋilge ⁊ ceol lag-ḃriġeaċ "La Fille de Madame Angot."

Bíonn an mac léiġinn ag déanaṁ gearáin i dtaoḃ gan éin-deaṁraṁ deifiriḋeaċta a ḃeiṫ idir ċríoċ-nuiġṫiḃ tráṫa na ḃfocal. Tagann mearṫal inċinne air, mar ġeall ar an neaṁ-ċosaṁlaċt a ġeiḃeann sé idir litriuġaḋ ⁊ canaṁaint na ḃfocal, ⁊ cuireann sé ar fad i gcoinniḃ mór-iomadaṁlaċt na ḃforainm ⁊ na réaṁfocal. Crapann a ṫeanga, ar an gcéad iarraċt do ṫugann sé ar ċanaṁaint do ḃaint as na foclaiḃ so, saṁluiġṫear dó gan a ḃeiṫ ionnta aċt consona gan suiḋeaṁ, ná féadfaí a gcur i ḃfeiḋm labarṫa.

Is mó de ḋeaṁraṁ deacaireaċta ná de ḋeacair-eaċt atá annso ar fad. Is í canaṁaint na Gaeḋilge, do réir mo ḃaraṁla-sa, an docaṁlaċt is mó atá ag baint léi. Ní ḃeiḋ puinn de ḃarr a ḟaoṫair ag an mac léiġinn nó go raġaiḋ an ċanaṁaint i n-aċrann 'n-a ċluais, agus ní féidir di a ḋul aċt ó ḃéal Gaeḋilgeóra dúṫċasaiġ—as soin amaċ beiḋ riṫ an ráis leis.

B'ḟéidir nár ṁisde ḋam cur síos a ḋéanaṁ ar mo ċuid stuidéir féin, d'ḟonn luċt an mí-ṁisniġ a ġriosaḋ. Tá os cionn fiċe bliaḋain ó ṡoin anois ann ó ċuireas eolas ar ġraiméar ⁊ ar riaġlaċaiḃ na

teangaḋ dem' ṡtuidéar féin, le cungnaṁ foclóra Uí Ḃriain do fuaireas i gColáiste na Ḃainríoġna i gCorcaiġ, ar ċor go ḃféadainn seana-láiṁscríḃinn a léiġeaḋ níosa usa ná mar a ḟéadfaḋ garsún scoile stair Livy do léiġeaḋ, aċt gan ḃeiṫ ċoṁ taitneaṁaċ liom. Dá ḋéine iarraċt do ṫugainn ar ḃinneas do ḃaint as na foclaiḃ seo do ḃí ag síor-ċur mearṫail orm, ní ḟóirfeaḋ éin-riaġlaċa orm ċuige. Ḃí fios agam nár ḃfuláir ná go raiḃ tobar an ḃinnis do ċuir aitear ar ċroiḋṫiḃ scoláirí Gaeḋilge le ciantaiḃ foluiġṫe i mball éigin, aċt níor ḃraiṫeas-sa an t-aitear. Ḃí eolas na teangan agam, aċt ní raiḃ ann aċt mar aiṫneoġainn mala corpáin sa ċoṁrainn doḃ' aiṫnid dam i ló a ḃeaṫaḋ.

An ċríċ do ḃeir dam ḃeiṫ i ḃpríosún na Gaillimhe, ṫug sí caoi ḋam ar ċoṁluadar do ḃeiṫ agam, idir ḋá linn, le sagart, go raiḃ fuaim na Gaeḋilge aige ó laċt ċíċe a ṁáṫar.

An teanga do ṡaṁluiġ im' ṡúiliḃ ḃeiṫ marḃ go dtí so, ba léir dam sé ḋeire a hanam ⁊ a ḃríġ, sé mar do ġaḃ cnáṁa dreoiġte aislinge an ḟáiḋ ḃeoḋaċt ⁊ maireaċt umpa fé ṫeas na gréine.

Na consona, do ṡíleas, ná féadfaí a gcur i ḃfeiḋm laḃarṫa, ċuala a ḃfuaim ó n-a ḃéal, aṁail ceol na sruṫann ag riṫ le fánaiḋ na gcnoc, nó gleo na leoṁan ċun caṫa. Do ḃ'in é an draoiḋeaċt imiġṫe ḋíom. Ní raiḃ de ḋeaṁraṁ ag teangaiḋ ḃailḃ na leaḃar le canaṁaint ḃreaġ ḃuig an ċainnteora, aċt an oiread ⁊ do ḃíonn ag seoṫ sraoiġ an tsléiḃe,

oiḋċe ḋíṫ-ré leis féin, fé lán-tsoillse gréine na maidne.

Ní leigim orm a ḃeiṫ agam d'eolas na Gaeḋilge, aċt an saġas eolais do ḃeaḋ ag taistealaiḋe ar tír iasaċta ná ḃeaḋ sé aċt ar ċuaird innte. Aċt b'ḟéidir go gcuirfeaḋ sé misneaċ ar na macaiḃ léiġinn gur luġa é a n-eolas ná m'eolas-sa ar an dteangain, a ḟios do ḃeiṫ aca, dá luiġeaḋ é ar ḟoġlumuiġeas di, gur ró-ṁaiṫ a ċuaiḋ sé ḋam faoiseaṁ d'ḟaġáil ⁊ ḃeiṫ réiḋ le cúramaiḃ buaḋarṫa ṗuiblíḋe, do ṫug caoi ḋam ċun stuidéir a ḋéanaṁ uirṫe, ⁊ gur ró-ṁaiṫ liom mar ċúiteaṁ é ar an leaṫ-ḃliaḋain ṗríosún-taċta úd ar ċuireas d'eolas uirṫe.

Buḋ ṁaiṫ liom aon ċoṁairle aṁáin eile a ṫaḃairt do na macaiḃ léiġinn, má's mian leo ḃeiṫ i ndáiríriḃ, i dtaoḃ an urlaḃra atá i mbéalaiḃ na ndaoine, gur b'ḟearra ḋóiḃ gan tosnuġaḋ a ḋéanaṁ ar leaḃar ċoṁ léiġeanta le "Tóraiḋeaċt Ḋiarmuda ⁊ Ġrainne" do léiġeaḋ, ar eagla go n-imṫeóċaḋ maoluġaḋ ṁisniġ orta i dtaoḃ mór-ċuid focal a casfaiḋe orta ann do ḃeaḋ do-ṫuigsionnaċ do Ġaeḋilgeóir tuataċ.

An té go dteastóċaḋ uaiḋ eolas do ċur ar an Sacsḃéarla, ⁊ tosnuġaḋ a ḋéanaṁ ar litriḋeaċt Chaucer agus Shakespeare, buḋ ḃeag an tairḃte ḋo na húġdair úd; agus tá an ċuid is mó de sean-litriḋeaċt na Gaeḋilge níosa ársaiḋe go mór ná ré Chaucer. Do b'ḟearra ḋóiḃ tosnuġaḋ ar leaḃar ċoṁ hinléiġte le "Leaḃar Scéaluiḋeaċta" an Ċraoiḃín Aoiḃinn mar a ḃfuiġid an ċainnt ġrinn ṡimpliḋe atá

i mbéalaiḃ na ndaoine, ⁊ roinnt maiṫ Béarlaċais, so-ṫuigsionnaċ do na macaiḃ léiġinn, suaiḋte tríṫe, d'ḟóirfiḋ go mór orṫa oiḋċe sgoruiḋeaċta sa ġeiṁreaḋ, le hais béile breaġ ṁóna agus iad ag éisteaċt le heaċtraiḃ ar na daoiniḃ maiṫe, ⁊ ar an ngaisgiḋeaċ ar leaṫ-ṡúil ⁊ í i gclár a éadain; agus ar an mbainríoġain ṁairiġ agus an biorán suain 'na cluais ⁊ í fé ḋraoiḋeaċt aige, do ċloisimís le huaṁan ⁊ le haiteas i laeṫiḃ ár leanbaiḋeaċta.

Ní gaḃáḋ do ḋuine níosa ṁó aimsire do ṫaḃairt ar stuiḋéar na Gaeḋilge, i dtreo go dtiocfaḋ dúil do ċun fíor-eolais do ċur uirṫe, ná mar is gáḃáḋ a a ṫaḃairt ag foġluim Fraincise nó ceol an Beiḋlín nó eolas ċun beiṫ 'na snáṁaiḋe foġanta nó éin-ċleasaiḋeaċt ionṁolta eile go bfuil aos óg na hÉireann tugṫa go meanmnaċ dóiḃ ⁊ gan doiċeall 'na dtaoḃ orṫa.

Tá an ċeist seo le réiḋteaċ ag an dtír-ġráḋtóir óg: An fiú leis air é, an iarraċt beag so do ṫaḃairt ċun eolais do ċur ar teangain Ollaṁ Fódla—teanga ár mbárd ⁊ ár dtaoiseaċ; teanga ár sinsear séir-leanta le n-ar ċuireadar a n-impiḋe i láṫair an Éin-Ṁic is A Ṁáṫair ġil naoṁṫa, i dtráṫaiḃ a gcéasta—teanga ár ngráḋa ⁊ ár n-iolsmaointe, do [illegible]inn orainn ar feaḋ ré ár sonais ar fad, ⁊ do ġreamuiġ go dlúiṫ ḋínn i ló ár n-anacra do-innste?

Ní beag de ċúis aiṫise an ċeist seo do luaḋ aṁáin, mar gurab ar éigin atá dul uaiṫe ag éinne againn.

Ní hiongnaḋ do ġráḋtóiríḃ na Gaeḋilge ḃeiṫ ag síor-ċaraoid ar aicme curṫa a foġlumṫa sé ċois 'n-a cliaḃán féin, mar teanga neaṁ-léiġeannta ná fuil oireaṁnaċ aċt do ṫuaṫaċaiḃ ain-eolgaċa, aċt a mbíonn de ḃaoṫ-ṁaoiḋeaṁ aca a Fionn Mac Cuṁaill—agus a fios ag buiḋin a cuṁdaċta go ḃfuil ataruġaḋ ó'n nGearmáinis ar ċeann de na háḃḃaraíḃ is fearr, le haġaiḋ foclóra Gaeḋilge do scríoḃaḋ; agus go ḃfuiġid scoláirí mór-ċáileaċa 'sa ḃFrainnc ⁊ 'sa Ġearmáin bun-eolas ar stair ⁊ ar ṫeangṫaiḃ, ⁊ ar ċinṫiḃ ársaiḋe, agus ar ṡuiḋeaṁ dliġṫe atá ċoṁ luaċṁar le Pandects of Justinian; agus go dtaḃarfaḋ sean-staraiḋṫe na hAlban nó na Breataine na súile amaċ as a gcinn uaṫa ar scríḃinníḃ mar iad so do ḃeiṫ aca féin, agus iad caiṫṫe i leaṫ-taoiḃ go faillıġṫeaċ i gcoláiste na Tríonóide ⁊ i n-Acadaiṁ Ríoġaṁail na hÉireann.

Aċt déarfar gur do'n luċt léiġeannta atá an ċeist seo ag tagairt. Níl amras ná gur ċeart d'iol-scoileannaiḃ na hÉireann níosa ṁó ealaḋan Gaeḋilge bunuḋasaiġe d'ḟoillsiuġaḋ dúinn, cé go mbeaḋ sé air aca níosa luġa ealaḋan coitċinne, ⁊ í sin féin ait-innste, do ċur 'na leaḃraiḃ imṫeaċta.

Ní ceart ḃeiṫ ag brait go mbeiḋ an puibliḋeaċt ag déanaṁ píordála tré láiṁ-scríḃinníḃ na tarna haoise déag nó ag cur mearṫail orṫa féin, ag iarraiḋ suiḋiṁ seana-dliġṫe do ṁíniuġaḋ, agus naċ féidir aċt fíor-ḃeagán scoláirí d'ḟaġáil ó aois go haois go ḃfuil a eolas aca

Is fonnṁaire go mór súgraḋ ná cruaḋ-obair le hurṁór na ndaoine. Taréis a ndeintear de ḃlaḋmann a litriḋeaċt na Gaeḋilge, an ḃfuil éin-níḋ le faġáil innte ċoṁ tabáċtaċ ⁊ ċoṁ taiṫneaṁaċ do'n duine ⁊ do ḃeaḋ dráma ag Ben Johnson nó éin-níḋ ċoṁ inléiġte do léiġṫeóiriḃ i leaḃarlannaiḃ puibliḋe le húirsgéaltaiḃ Fielding nó Thackeray, agus do ċuirfeaḋ orṫa fealaḋ do ṫabairt go haiteasaċ dá léiġeaḋ?

Sidé mo ḟreagra ar an gceist seo, ⁊ gan eagla a ḃréagnuiġṫe orm—gur b'iad an dream is luġa eolais ar litriḋeaċt na Gaeḋilge is mó ḃíos dá tarcuisniuġaḋ.

Níor ḃuail an té sin umam fós, go raiḃ eolas aige ar an nGaeḋilg, do staon dá léiġeaḋ, de ḋearcaiḃ gan áḋḃar litriḋeaċta do ḃeiṫ le faġáil innte. Aḋmuiġim ná fuil éin-litriḋeaċt nua-Ġaeḋilge d'ḟéadfaí a ċur i gcóiṁ-ṁeas leis an litriḋeaċt do sgríoḃaḋ ins an Iodáil i hallaiḃ Medici nó i Sasana i linn móir-réime Eilíse ⁊ Anna nó 'sa ḃFrainnc fé ċúram ṁacnais Laoisiġ.

Na sgríḃneóirí Gaeḋilge gur b'ḟéidir a ḃeiṫ ar a gcumas aca litriḋeaċt do ċeapaḋ ar nós na bPetrarchs nó na Molieres nó na Johnsons, fóríor, ḃí aṫasraċ cúraim orṫa i n-éaġmais ḃeiṫ ag cleaċtaḋ cantaċta a dteangaḋ, nó léir-ċruinneas gastaċta a laoiḋṫe, i dtreo a bpáirt do ġaḃáil i n-aiṫbeoḋuġaḋ litriḋeacta árd-léiġeanta Pactelion.

Ḃain naoi dtrian as an deiċṁeaḋ ċuid d'ḟiliḋeaċt

⁊ de ḋrámannaiḃ, de stairiḋeaċt ⁊ de ḟeallsaṁnaċt dá ḃfuil cnuasuiġṫe isteaċ i litriḋeaċt an tSacsḃéarla ó ré Plowman ⁊ bíoḋ cúram na teangan ar feaḋ na gcianta fada so ré ṫuataċaiḃ ruaġṫa ar fuaid fásaċa Cornwall, ⁊ sin é go beaċt agat aoide na Gaeḋilge; agus naċ móide an t-iongnaḋ é go ḃfuil a beag nó a ṁór dá litriḋeaċt le faġáil i n-éanċor?

Níor ḃ'é seo an scéal a ḃí le hinnsint i gcoṁnuiḋe 'na ṫaoḃ, áṁṫaċ. Téimís siar ar an sean-aimsir go ḃfaġam tásc ar an dtreo ḃí uirṫe le linn na haimsire do ceapaḋ an duan aiteasaċ úd "Tír na nÓg" ⁊ an tráṫ do deineaḋ aiṫris ar an gcoṁrac do ḃí idir Cúċulainn ⁊ Ferdiaḋ; agus gan i riṫ na hEórpa ar feaḋ na haimsire sin aċt ainḃfios agus dorċadas intleaċta. Cuir i gcás agus go gcuirfeaḋ drámaiḋṫe mór-ġreanta na hIodáile fúta i nÉirinn, nár ḋein drámaiḋṫe linne Eilíse aċt aiṫris a ḋéanaṁ orta; nó drámaiḋṫe garta na Fraince do ċuir a n-éirmí féin i litriḋeaċt na Bainriogna Anna, agus go mbeaḋ ríġṫe na hÉireann sé réim agus sé raċtmar rómpa ċun tíoḋlaicí do ḃronnaḋ ar luċt laoiḋṫe agus léiġinn i n-ionad na malluiġṫeoirí do ġaiḃ ceannas uirṫi, go raiḃ fuaṫ ċoṁ nimneaċ sain aca, do ḃárdaiḃ na hÉireann agus gráin ṁairḃṫeaċ ċoṁ mór sain aca orta, gur réireaṁla an luaċ saoṫair do ḃronnfaidís ar ṁalluiġṫeóiriḃ a ndúnṁarḃṫa ná mar do ḃronnfaidís ar luċt díbearṫa na ḃfaolċon.

Agus da mb'í an teanga Gaeḋilge do ḃeaḋ ar eolas ag an mḂúrcaċ, ag an Srudánaċ, ag an gCúrnánaċ agus ag an Mórḋaċ agus ag a lán eile naċ iad d'éigsiḃ na hÉireann le ciantaiḃ i n-ionad teanga ċoiġċriċe, agus tosaḋ a mór-intleaċta agus a mór-eolais agus greantaċt a n-uċtaċ do ċur síos innti, cá bfuil an té d'ḟéadfaḋ teora a ċur le méid agus le maise litriḋeaċta úrlaḃra Oisín 'san naoṁaḋ haois déag? Ḃí léir-sgrios déanta ag na hallṁuraiġ úd na Gótaiġ ar litriḋ-eaċt áluinn ná Róiṁe i gcionn dá ċéad bliaḋan, níl aċt trí ċéad bliaḋan áiriṁṫe de ré na hainḃfiora agus taréis a ḃeiṫ caiṫte ḋo, do b'éigean sibialtaċt d'aṫċruṫuġaḋ fé mar deineaḋ tar éis an dílinn ṁóir.

Tá míle bliaḋain ó ṡoin ó ċuir na Loċlannaiġ,—agus 'na ndiaiḋ sain sliocht Strongbó,—cosg le fás intleaċta na nGaeḋeal agus le hoideaċas a n-ollaṁ, aċt, taréis áir agus léirsgrios agus mear-ṫail na míle bliaḋain so, tá cur síos againn ar ḋliġṫiḃ, ar ċearduiġeaċt, ar ealaḋantaiḃ agus ar ṁór-ċuid eile litrḋeaċta ná fuil éin-níḋ le cur i gcóiṁ-meas leo, ċoṁ fada agus a téiḋeann m'eolas-sa, ag éin-treiḃ eile ċoṁ-aimsearaċ leo. Ag áireaṁ na sibialtaċta do fuair cuid aca de ḃarr réime na Róṁánaċ féin, ġeoḃaiḋ an léiġṫeoir aḋḃar léiġ-ṫeoireaċta níosa aiteasaiġe a' Dliġṫiḃ na mḂreat-eaṁan aṁáin ná mar a ḃfaġaḋ a leaḃair ag tráċt ar ṫaisdealaiḋeaċt tar lear, nó i suiḋeaṁ na

dtreaḋ do ċeangail muinntir gaċ barúntaċta le céile i gcáirdeas ar nós aon lín tiġe aṁáin, nó i reaċtaiḃ na féile do ḋeineaḋ fóiriṫint ar na boċtaiḃ, nó i suiḋeaṁ talṁan na sean-Ġaeḋeal do ḃí líonta de ġaċ niḋ, dá ḟeaḃas, atá 'i n-éirimiḃ bainistiḋe coitċinne na Críostaiḋeaċta, agus do ḃí níosa ġéar-ċúisiġe go mór ná éin-niḋ atá curṫa síos ins na dliġṫiḃ a ṫugann cóiṁ-ċeart do na tiġearnaiḃ tailiṁ agus do na tionóntaiḋṫiḃ, agus ag déanaṁ stuidéir ar ḃéasaiḃ na nGaeḋeal n-ársaiḋ ar a dteaġlaċaiḃ, ar a mbiaḋ nó ar a gcaiṫeaṁ aimsire.

Ní gaḃaḋ ḋo'n té is cíocraiġe ar lorg grinn litriḋeaċta a cúl a ṫaḃairt go mí-ṡásta le n-ár leaḃraiḃ scarḋa, mar go ḃfuil aiṫris déanta ionnta go dtugann éigse na hEórpa creideaṁaint anois dóiḃ ar eaċtraiḃ maraiḋeaċta, ar ġráḋtóireaċt ⁊ ar ġníoṁartaiḃ mór-éaċta ná fuil foillsiġṫe fós, agus go meastar go ḃféadfaiḋe céad leaḃar deaġ-ṫaiḋḃreaċ—'na mbeaḋ dá ċéad leaṫanaċ i ngaċ leaḃar aca do líonaḋ leo—eaċtraí draoiḋeaċta, eaċtraí cróḋaċta, ⁊ eaċtraí gráḋa,—aċt, is oṫ liom a ráḋ, gráḋ ná raiḃ dílis gan claon i gcoṁnuiḋe.

Cé ná fuil grinn-litriḋeaċt na Gaeḋilge gan smál, tá folláine na fírinne le faġáil innte.

Buḋ ṁaiṫ le léiġṫeóir Eaċtra Ġráinne cunntas d'ḟaġáil ar ṫrom-ḋíoġaltas a ḃeiṫ imearṫa ar an té ba ḃun le léirscrios a céid-seirce. Ní maiṫ linn a ḃeiṫ le ráḋ gur ṫug sé uirṫe é féin do ṗósaḋ, Aċt

tá aiṫris ar ġníoṁarṫaiḃ dá ṡagas, dálta mar a ḋin Risteárd, an ríġ druinneaċ, feall mairḃṫeaċ ar a ḋearḃráṫair ⁊ do ṫug ar a ṁnaoi, é féin do ṗósaḋ d'éin-ḃeirt; ⁊ sin mar a ċuireann an scéaluiḋe Gaeḋealaċ an ḟírinne síos ar an gcor aiṫiseaċ do ṫug Gráinne ḋi féin, ⁊ Fionn a ṗósaḋ, ⁊ truaṫa na Féinne ag déanaṁ gárṫa cnáiḋe fúiṫe, tar éis feill mairḃṫiġ an ḃáis uaṫḃásaiġ do ḃí déanta ag Fionn ar Ḋiarmuid.

Aċt tá a aṫarraċ innste ar ġráḋ ċaoin ḃuan-seasṁaċ mná, gur roga léi bás ná aiṫis, i gcuṁa Ḋéirdre tar éis báis Naoise; agus ag tagairt do ḋlúṫ-ċaradas idir fear ⁊ fear—caradas do ṫéiḋeann an oiread sain i gceannsaċt gur ċosaṁail le gráḋ caoin ṁná é,—aċt ná scríocann sé ó ċoṁrac do ċur ar ċaraid, nuair is dual do laoċ é ḋéanaṁ, ní heol dam éin-ġníoṁ i stair an ċiniḋ ḋaonna, ⁊ stair Ḋáiḃí ⁊ a ṁic Jonathan do ċur ċuige, éin-niḋ níosa ṫruaiġṁéiliġe, ná níosa ḟírinniġe, ná an coṁrac do ḃí idir Cúċulainn ⁊ coṁ-ḋalta a óige ag Árd Áṫa.

Ceann do na haċṁusánaiḃ a ċastar le n-ár gcineaḋ—nár ċeap meon na nGaeḋeal éan-duan ċlúṁail riaṁ. Agus na haċṁusáin ḃréagaċa go léir a ċur ċuige, ní ḟéadfaḋ ar naṁaid mí-náireaċa éan-aċṁusán níosa ḃréagaiġe ná níosa ṫuaṫalaiġe ná sain do ċasaḋ linn.

Do ḃí ḋá ḋuan ceapaiṫe ag éigsiḃ na nGaeḋeal, ceann ar Ṁeaḋḃ ⁊ ceann ar Fionn, le ciantaiḃ, sul a

raiḃ éin-niḋ, gur fiú é áireaṁ, ceapaiṫe i dteangṫaiḃ na nua-eaċtraí.

Ní bréag a ráḋ nár ḃain éin-ḟile mar Homer nó Dante le n-ár gcineaḋ do ċeap duan gonta gan ċáim, tríd is tríd, ⁊ d'ḟág mar oiġreaċt againne é, le saoġal na ré.

Tá cunntas ċoṁ cruinn againn gúr ḃ'é Oisín do ċeap eaċtraí na Féinne ⁊ gur ḃ'é Homer is úġdar do'n *Iliad*; aċt, i dtaoḃ na ndaoine do ċan mórḋaċt laoċraiḋe na Craoiḃe Ruaiḋe, ní mór ná gur mar a ċéile an cunntas atá againn ar cé'r ḃ'iad féin, ⁊ na daoine do ċuir suas ráṫanna Duḃaiḋ nó na crom-leacaċa. Ní fo-ḋuine dá saġas so do ḃí i nÉirinn insan aimsir ársaiḋ, aċt ḃíodar ann n-a slóiġtiḃ. Ḃí na báird ar feaḋ na gcianta ċoṁ ċoṁaċtaċ, ⁊ ní ba ċoṁaċtaiġe go minic ná na ríġte féin.

'Sé toraḋ na hárd-intleaċta so go ḃfuil mór-ċuid filiḋeaċta sár-uaisle oiġriṫe againn—filiḋeaċt ag aḋraḋ na háilleaċta, filiḋeaċt ag spíosaḋ luċt an raċtmais ċun na mboċt do ċaoṁnaḋ, filiḋeaċt na haoireaḋ, ag taḃairt aiṫise ḋo'n ċlaon-ḃeartaċ, ⁊ filiḋeaċt ag dian-ṁolaḋ laoċais atá ċoṁ huasal le laoċas na Trae, do ċuir Homer i nduain, do lonnóċaiḋ le ré na gréine—filiḋeaċt ċoṁ dúṫċasaċ, ċoṁ caoin-ċroiḋeaṁail, simpliḋe, fíor-Ġaeḋealaċ, ⁊ ċoṁ ceolṁar le ceileaḃar an luin-duiḃ 'sa ċoill. Ní'l sé ar a gcumas ag luċt na cnáide ná na mailíse fírinne na staire seo do

ḃréagnuġaḋ feasda, de ḃríġ go ḃfuil dearḃuġaḋ déanta air ag scoláiriḃ Gaeḋilge mór-eolgaċa, gan ċúiteaṁ.

Tá eaċtra Ḋiarmuda ⁊ Ġráinne againne anois, sé mar aiṫristí ins an naoṁaḋ haois é. Is ionann sain ⁊ a ráḋ, sul a raiḃ éin-scríḃneóireaċt ar bit i dteangaiḋ na hIodáile ⁊ céad bliaḋain sul ar ceapaḋ eaċtraí ar laoċas na Spáinneaċ.

Is dearḃṫa ná fuil ins an láiṁscríḃinn is ársaiḋe dá ḃfuil againn aċt aiṫ-scríoḃaḋ a deineaḋ ar eaċtraiḃ ḃéalairiste do cuireaḋ síos na céadta bliaḋain roiṁe sin.

Do ḃeaḋ sé ċoṁ tairḃṫeaċ do ḋuine brait a ḃeiṫ aige le greanntaċt niaṁraċ litriḋeaċta Gréigise do ḟaġáil i scéaltaiḃ mar iad so, do cuireaḋ síos ó ḃéal-aiṫris seanċuiḋe naċ fios dúinne ciarḃ' iad, ná na scríḃneóirí le ḃeiṫ ag braiṫ ar ċaoṁ-uaim Tennyson i rannaiḃ an tSacsḃéarla ársaiḋ.

Ní i ḃfeaḃas scríḃneóireaċta na Gaeḋilge atá a bríġ aċt 'na céill. B'ḟéidir gur mó í a tairḃṫe i leiṁe na naoṁaḋ haoise déag so ná mar is dóiġ leo so atá go cíocraċ d'á cosaint.

Tá an duine ag dul i dtuirse le mí-ṡástaċt de ṫeascaiḃ a ionnracas a ḃeiṫ caillte aige. Ní'l éan-ṁuiniġin aige as an saoġal so, ⁊ tá sé ag dul i ndíċreiḋeaṁ i dtaoḃ an tsaoġail atá le teaċt. An méid dá aimsir ná tugann sé go hamplaċ [illegible] long saiḃḃris, nó ag cur a ċáile i n-áirde, nó [illegible] le n-a ṡáṁairiḋeaċt ṡaoġalta, caiṫeann sé [illegible]g

déanam dúr-ṁachtnaiṁ ar ġalaraiḃ a ċuirp ⁊ a intleachta.

Cá ḃfuil leiġeas is fearr le faġáil ar an ngalar niṁneach so na hintleachta, atá ag cur éadóċais ar an saoġal, ná i n-eachtráiḃ laoċais aiteasaiġ na sean-Ġaeḋeal—leiġeas folláin láidir iomlán sim-pliḋe a ṫaḃarfaiḋ aiseag dó ar a ḋóċas, ar a lúṫ-ġáire, ⁊ ar a éadromacht ċroiḋe?

Maran duaḋ le ḋaoiniḃ dul go tuaisceart na hEórpa, ar lorg breis eolais ar ṁallaiġteacht, ⁊ ar anacraiḃ an duine, de ḋruim a ḋroiċ-ṫréiṫe féin, cad ċuige ná tagaid go hÉirinn, ⁊ sealad do ċaiṫeaṁ sa tseilg i ḃfoċair na ḃFiann, i gcoillṫiḃ Ḃeann Gulban, nó cuaird do ṫaḃairt ar Ṫír aoiḃinn draoiḋeachta na Tairngire, nó páirt do ġaḃáil i n-ilċleasaiḃ aonaiġ an Ċarmain, nó machtnaṁ a ḋéanaṁ ar ṡuairc-ḃeaṫaiḋ ár sean, iar ngéilleaḋ ḋóiḃ do ċreideaṁ na Tríonóide ró-naoṁṫa, agus an grádh gan teora do ġaḃadar do'n Ṁaiġdin ṁánla, máṫair an Éin-Ṁic, agus an ionntaoiḃ do-laḃarṫa do ṫáinig dóiḃ aisce agus iad ag éisteacht le binn-ḟuaim ċluig na naoṁ, ag scaipeaḋ tré ċiúineas na ngleann, ar teacht am codlata; nó ag éisteacht le geal-ġáire flaiṫ Fódla, ist-oiḋċe, ag cur fáilte roiṁ an gcoigcríoċ, agus ag taḃairt cuireaḋ dó, beiṫ istiġ agus lonnuġaḋ n-a ḃfoċair an ḟaid agus doḃ' áil leis é.

Is i meon na nGaeḋeal atá slánuġaḋ na haoise saoġaltánaiġe seo le faġáil. Do ruġ clanna

Gaeḋeal ar linne féin lasair an ḟír-ċreidiṁ leo siar go hAmerice, ċoṁ bríoġṁar neaṁṫruaillıġṫe agus do ḃí sé an oiḋċe do ċuir Pádraig naoṁṫa ar lasaḋ ar Ċnoc Ṡláinge é.

Is ionann buan-ġreamuġaḋ Ċlanna Gaeḋeal dá gcreideaṁ agus a ndlúṫ-aiṫris ar éirimíḃ ársa a gcinıḋ. Táid ag claonaḋ go dlúṫ gan claoċlóḋ le báiḋiḃ, le loċtaiḃ, agus le subáilcíḃ a gceap-sinnsear, ar ċuma ná fuil iontuiġṫe d'éin-treiḃ eile.

Má tá éin-níḋ níos soiléire ná gur maol leaṁ-ḟuar a ḃíonn éirimí na nGaeḋeal nuair a ḃíonn an Sacsḃéarla 'n-a ḃrat umpa, isé gur beo meanmnaċ a ḃíḋ i dteangaiḋ agus i seana-úirsgéaluiḋeaċt na Gaeḋilge, dálta an deoraiḋe ar ċasaḋ a-ḃaile ḋó—gur aiteasaiġe leis radarc ḋeataiġ ṁóna ag éirġe as a ḃoṫán féin láiṁ le lios draoiḋeaċta éigin ná ar ḃraiṫ sé riaṁ d'aoiḃneas imeasc na gcaṫraċ i gcéin.

Má's níḋ é go ḃfuil éan-tSacsḃéarla le faġáil, gan ḃeit truaillıġṫe, gurab as a ceaptar pé litriḋeaċt Béarla ar feaḃas atá le faġáil, is mó ná soin go mór a ḃfuil le faġáil de Ġaeḋilg gan ḃeiṫ truaillıġṫe, agus is aiste naċ fuláir litriḋeaċt Ġaeḋilge do ċeapaḋ.

Is mór le ráḋ scríḃneóireaċt Ḋáiḃis, an Ṁongánaiġ agus Ṁic Ḟearġuis, do réir mar atá teasaiḋeaċt ṁeoin na nGaeḋeal le faġáil ionnta; agus is beag le ráḋ an méid de scríḃneóireaċt Uí Ṁórḋa atá 'na héagmuis.

Ní sa Rúise ná san Orbuaiḋ ná i n-eaċtraiḃ lom-

ċaiṫte an doṁain toir is féidir le hintleaċt tnáiṫte an tsaoġail éin-fionnfuaraḋ d'fáġáil, aċt ag éisteaċt le sean-Ġaeḋilgeóiriḃ ag cur síos ar sealgaiḃ Ḋiarmuda agus Oscair, nó i gcillíniḃ Ḃreandáin agus Ċolmáin i n-aice na mara coiṁtiġe, nó i mín-ḃéarsaiḃ na sean-Ġaeḋeal, atá foluiġte ar nós an aḃainn óir atá i bfolaċ fé lic an teinnteáin sa ċaisleán draoiḋeaċta; agus an té go mbeiḋ sé de ḃarr-ḃuaḋ aige gnáṫ-ḃéarsa na sean-Ġaeḋeal do ṫabairt ṫar n-ais ar an saoġal, ná deineaḋ sé aiṫris ar nósaiḃ atá do-aiṫriste le móir-ċiantaiḃ, aċt ar ċuma do ḃeaḋ ionaiṫriste do'n ré nua so i dtreo go dtuigfear an mór-ṡonas a ḃí ar ár sean agus a aeraiġe agus a ṁío-ṡaoġalaiġe mar ar ṫugadar a saoġal—a ċruinne agus a líonṁaire mar ar ṁoṫuiġeadar mór-aoiḃneas na cruinne—díograis a ngráḋa agus a gcróḋaċta i gcoṁlann—agus an t-uaṁan do ċuireaḋ iaraiḋeaċt na hoiḋċe orṫa, agus a gcreideaṁ diongṁálta i mbeaṫaiḋ spriodálta do-ċoimsiġṫe bioṫ-ḃuan an tsaoġail ṫall.

Sid iad na niḋṫe fé ndeara do ṡean-scéaluiḋeaċt na nGaeḋeal ḃeiṫ aiteasaċ ṫar barr, agus do ṫug sé do—ṁarḃṫa ḋo'n gcineaḋ.

Aċt déarfaiḋ an fear ṫall, cad ċuige ḋúinn beiṫ ag caoi i dtaoḃ niḋ do-leiġiste? Tá sé Ṗan ar ceal le ciantaiḃ. Tá luċt labarṫa na Gaeḋilge ag faġáil ḃáis 'n-a míltiḃ. Ní mór eile aca atá fágṫa. Cad é an ḃreiṫ atá ar ṫeangaiḋ do ċoimeád i

mbéalaiḃ na ndaoine, atá ċom mór soin i n-éagċrut an ḃáis ?

A ḟir úd ṫall, ní baoġal báis di é, ċom mór agus is dóiġ leat-sa. Measaimís go ḃfuil cloiḋe teorann déanta tré lár an oileáin ó'n gceann ṫuaiḋ go dtí an gceann ṫeas de. Laḃrann isteaċ is amaċ le leaṫ na ndaoine atá 'na gcoṁnuiḋe lastiar ḋe an Ġaeḋilg, agus tá na céadta míle ḋíob ná tuigeann í, do ċuireann a gnás i ngnáṫ-úsáid, ag laḃairt an Ḃéarla ḋóiḃ—tá moḋ canaṁainte aca atá oireaṁnaċ d'urlaḃra tuilteaċ na nGaeḋeal.

Do réir an ċóiṁriṁ a dineaḋ i n-uraiḋ ḃí seaċt agus trí ċéad míle ḋuine do laḃair Gaeḋilg i gCúige Muṁan, agus naoi déag agus céad míle duine i gConntae Ċorcaiġe aṁáin. Cuir leis sin milliún ar a ḃeag dar gcineaḋ atá 'na gcoṁnuiḋe i dtuaisceart agus i n-oileánaiḃ na hAlban, do laḃrann teanga ar sinsear, gur luġa í an deifiriḋeaċt atá idir a n-urlaḃra agus ar n-urlaḃra-na ná mar atá idir urlaḃra ṁuinntir' Lunndain agus urlaḃra ṁuinntir' Lancashire.

Is ionann soin agus a ráḋ go ḃfuil an Ġaeḋilg i mbéalaiḃ níos mó daoine ná mar atá ag laḃairt éin-ċeann de ṡé ṫeangṫaċaiḃ áiriġṫe san Eóraip. Aċt dá luiġeaḋ daoine atá dá laḃairt, táid fós fé ḃláṫ, agus a ḋeaṁraṁ orṫa gur fada uaṫa anonn atá feoċaḋ an ḃáis.

Is í an ḟírinne í, naċ le neart a laige féin atá an Ġaeḋilg ag dul i ndísc, aċt de neart nóis, agus de

ḃríġ ná fuil ann aċt nós, is luġaiḋe baoġal ḋi ḃeiṫ traoċta é go fóil ná go fóil eile.

Ba ṁinic, le deiċ mbliaḋna is daċad do labraḋ go trom ar luċt cnáide leanḃ Gaeḋealaċ scoile nuair a ḃeirtí orṫa ag labairt na teangan do ṫugadar leó ó laċt ċíċe a máṫar, agus níl aṁras ná gur ḃ'aiṫiseaċ an ḃeart í. Ní hé an cipín scóir do cuireaḋ ar ċroċaḋ fé ḃráġaid leanḃ labarṫa na Gaeḋilge, mar ṫarcuisne ar a dteangain, fé ndeara ḋi ḃeiṫ ar gcúl, aċt teiċeaḋ na ndaoine ṫar sáile.

Ní túisce ṫugann an tuaṫaċ Gaeḋealaċ a ṡúile ṫar fairrge siar, le hintinn a ṡliġe ḃeaṫaḋ a ḃaint amaċ ins na roinniḃ móra 'n-a ḃfuil an teanga Ḃéarla fé árd-réim, náċ follus dó, ar a ġéarċúise féin,—⁊ gan coṁairle luċt a stiúrṫa d'áireaṁ, naċ gáḃataraiġe dó long ⁊ fiaċa a ṫaistil a ḃeiṫ aige ná eolas ar Ḃéarla, ċun teiċeaḋ leis féin ó'n mboċtaineaċt, agus cur fé i dtíorṫaiḃ 'n-a ḃfuil luaċ a ṡaoṫair agus a neaṁ-spleáḋċais i n-áiriġṫe dó.

Ní ḃeaḋ aċt neaṁ-níḋ i n-éin-iarraċt dá dtaḃarfaiḋe ar an nGaeḋilg d'aiṫḃeoḋuġaḋ do ċuirfeaḋ luċt a labarṫa bun os cionn le deiġ-eolas ar Ḃéarla d'ḟaġáil, mar nár ḃ'féidir dóiḃ a sliġe ṁaireaṁna do ḃaint amaċ 'na éaġmuis.

Aċt naċ ait an níḋ é, gur ar luċt labarṫa na Gaeḋilge is mó ċuireann suiḋeaṁ ár n-oideaċais cosg ar éin-eolas ḟóġanta d'ḟaġáil ar Ḃéarla, mar ná múinfiḋe dóiḃ é tríd an dteangain atá ar eolas

aca, aċt tré ṫeangain atá i n-ainḃfios ar fad orṫa, agus curṫa os a gcomair ar ċuma atá ċoṁ do-ṫuig-sionaċ soin dóiḃ gur b'aṁlaiḋ ċuireann sé fuaṫ orṫa roimis i n-ionad flosc a ċur orṫa ċun é ḟogluim?

Níl de ḃarr an tsaġais sin teagaisc, aċt mar a ḃeifiḋe ag cur síos ar ár na Trae i n-urlaḃra Hómer, ċun eolais ar ḃréiṫriḃ na Gréigise do ċur i dtuigsint do leanḃ a ḃeaḋ i dtaoiḃ le heolas ar Ḃéarla aṁáin.

Ní ḃfaġann leanḃ labarṫa na Gaeḋilge de ṫeagasc aċt a ġéarċúise do ḋallaḋ, agus a ċur n-a luiġe air gur tuaṫalán dúr gan intleaċt é.

Is í an éagcóir is mó í atá déanta ag aicme fuata na Gaeḋilge, naċ beag leo eolas gan áird ar Ḃéarla do ḃeiṫ ag an dtuaṫaċ Ġaeḋealaċ.

Aċt ní hé péiḋteaċ na ceirte é cosg do ċur leis an múinteoireaċt náiriġ a tugtar do leanḃaiḃ Gaeḋeal-aċa atá láiṁ leis an ḃfairrge go gcoirgtear orṫa de ġnó Gaeḋilg ná Béarla d'ḟogluim ar fognaṁ, ar eagla gur roġa leo an Ġaeḋilg; aċt is ar luċt labarṫa an dá ṫeangan atá a péiḋteaċ, mar gurab iad so an dream is iomadaṁla go mór. Agus mar ḋearḃuġaḋ air sin, do réir an ċóiṁriṁ a dineaḋ i n-uraiḋ tá ceiṫre míle, ceiṫre céad, is ceiṫre fiċid duine i gConntae Ċiarraiḋe ná labrann aċt Gaeḋilg aṁáin. Níl sé bun trí fiċid is naoi míle agus seaċt gcéad duine ar cóiṁreaṁ na ndaoine curṫa le ċéile, 'sé sin, céad, naoi déag is trí fiċid míle duine, go ḃfuil eolas aca ar ḋá ṫeangain.

Is orṫa so, luċt labarṫa an dá ṫeangan, atá buanuġaḋ na Gaeḋilge ag braiṫ.

Cá ḃfuil an té a déarfaḋ gur maoluġaḋ intleaċta orṫa é, nó a ṡéanfaḋ ná gur líonṁaire agus ná gur cruinne i ngéarċúise é de ḃarr a gcuid eolais ar an dá ṫeangain? Ní ḃraiṫid de ḋuaḋ ag déanaṁ a smaointe ḋóiḃ ionnta araon, aċt mar a ḃraiṫid idir an eolas atá aca ar áireaṁ a ḋéanaṁ agus a n-eolas ar an dTeagasc Ċríostuiḋe.

Cé gur fíor dóiḃ naċ gáḃaṫaraiġe airgead ná urlaḃra Ṡasana ḋóiḃ i ngnóṫaiḃ an tsaoġail, is eol ḋóiḃ mar an gcéadna gur b'í an Ġaeḋilg is dual dóiḃ sa ḃaile imeasc a gcumann nGaeḋealaċ féin, gurab innte atá dlúṫ-ċáirdeas naoṁṫa agus luiḃ-leiġeas do'n ċroiḋe ḃrónaċ le faġáil—gurab uaiṫe is binne a cloistear ceol na sean-aimsire, gur b'í teanga na féile í, gur b'í teanga a dteinnteáin féin í agus an teanga is fearr ċun tír-ġráḋṫóireaċta do ġríosaḋ agus do ċur ar lán-lasaḋ í—gur b'í an teanga is caoine í do na gráḋṫóiriḃ óga agus iad fé ḃláṫ ḃán na n-áirne, nóin lae Ḃealltaine, agus iad ag caoiṁ-ċogarnaiġ ag cur a gcumainn i n-uṁail dá ċéile, le briġ ná tiocfaḋ leis an mḂéarla leaṁ-ḟuar croiḋe an Ġaeḋil coiḋċe do ṡásaṁ.

Is iad na daoine seo buan-taca na Gaeḋilge feasta, do réir mo ḃaraṁla-sa. Beiḋ an lá buaiḋte aici, an tráṫ a cuirfear n-a luiġe ar luċt a labarṫa naċ trúig aiṫise ná ceann-fé ḋóiḃ í ḃeiṫ ar eolas aca, aċt mór-is-fiú agus árduġaḋ cinn a

ḃeiṫ orṫa mar ġeall uirṫe, agus go ḃfuiltear ag tnúṫ leo n-a taoiḃ, agus go ḃfuil sé ceangailte orṫa, í ḟágaint mar oiġreaċt sár-luaċṁair ag á gclainn.

Cuirfead dá ṡoluíd síos díḃ, atá ar m'eolas féin, ag dearḃuġaḋ ar a ḋéine mar atá nós ag cur go dian i n-aġaiḋ na teangan. Ógánaċ dar caraḋ orm, ar Ċruaiċ Pádraig, sa ḃfoġṁar so imṫiġ torainn, d'innis dam, go dtugaḋ na sean-daoine an ċéad ċuid de'n ċoróin Ṁuire as Gaeḋilg uata gaċ oiḋċe i mboṫán a aṫar, ⁊ gur as Béarla do ṫugaḋ an t-aos óg na freagarṫaí uata.

Is furus a ṫuigsint as an tsoluíd seo a ṁíre mar atá an teanga dúṫċas ag dul i ḃfeoċaḋ agus a usa, mar an gcéadna, mar a ḟéadfaiḋe cosg do ċur leis an ḃfeoċaḋ so, fós aṁáin. Dá gcuirtí n-a luiġe ar na leanḃaiḃ, gurab é an cleite baḋ ṁór-ċúisiġe ḋóiḃ é, ḃeiṫ n-a gcaipíniḃ aca, a ḃeiṫ ar a gcumas na freagarṫaí a ṫaḃairt uata as a dteangain féin, níl aṁras ná gur gearr gur ḃeag aca a mBéarla briste agus gur roġa leo go mór teanga ṫuilteaċ a sean.

Is soiléire ná soin a tuigfear éagaḋ na teangan as an dtarna ṡoluíd. Easpog gur ṁór é a ċuid eolais ar an nGaeḋilg, do ḃuail umam, ⁊ é ag dul d'ḟiosruġaḋ paróiste leis, go raiḃ a heolas ag óg agus ag aosta beagnaċ dá raiḃ n-a gcoṁnuiḋe innte. D'ḟiafruiġeas de, an mbeaḋ sé de ṡásaṁ orainn seanmóin a ċlos uaiḋ as Gaeḋilg. "Níl éin-níḋ," ars' eisean dom ḟreagraḋ, "dob' áile liom ná é,

mar ná fuil sé ar ċumas éin-teangan eile iomláine cráibṫeaċta an ċroiḋe Ġaeḋealaiġ do ċur ar lán-lasaḋ mar í; aċt," ars eisean, "ní ḟéadfaiḋe masla ní buḋ ṁó do ċur ar ṗobal go mbeaḋ a heolas aca, ná labairt leo airte, mar gur b'í an ċiall a bainfidís as ná, ná raiḃ de ṁeas orṫa aċt gur scata tuaṫalán iad, gan éin-eolas aca ar Ḃéarla."

Ní ceart dúinn ḃeiṫ ag tromuiḋeaċt orṫa n-a ṫaoḃ soin. Ní héin-iongnaḋ gur beag ar ṫuaṫaċaiḃ mí-ḟaoġalaċa an iarṫair teanga a mboṫán súiġ, mar ná feiciḋ ag luċt a labarṫa aċt an dealḃas agus ainḃfios agus aiṫis d'á leanṁaint mar leannán siḋe ó aois go bás dóiḃ, seaċas teanga ċaṫ-ḃuaḋaċ Ṡasana, urlaḃra na scol is na gcúirt agus luċt áird-réime, agus é fé litriḋeaċt ċoṁ háluinn sin naċ féidir a ṁaise do ḟárugaḋ,—urlaḃra atá dá ḟoir-leaṫanuġaḋ ar fuid ríoġaċta na cruinne le toraḋ claiḋeaṁ.

Aċt seo níḋ eile fé ndeara don teangain ḃeiṫ ag dul i n-éag: gur daoine luċt a labarta ná fuil léir-ṫuigsint sa ċeirt aca, aċt an léirín eolais atá ag teaċt dóiḃ innte dá ḋallaḋ, lé coṁaċt nóis, agus ag cur a fuaṫa orṫa níosa ṁó ná mar atá a ngéir-riaċtanas.

Ní gábaḋ a ḋéanaṁ, aċt a ċur 'na luiġe ar ṫuaṫ-aċaiḃ dealḃa láiṁ leis an bfairrge naċ mó ḃí an Ġaeḋilg fé ṫarcuisne ag maiṫiḃ na tíre roiṁe seo ná mar atá sí fé árd-ṁeas anois aca; agus naċ cíoc-raiġe atá aos óg na gcaṫraċ, ċun eolais do ċur ar

Ḟrainncis ná ar an nGaeḋilg féin, agus go dtéiḋeann na sluaiġte aca gaċ bliaḋain ar ċuaird go dtí na ceanntraiḃ Gaeḋealaċa, ina a bḟuil sí go beó fós i mbéalaiḃ na ndaoine, gan truailliuġaḋ dul uirṫi; agus naċ taiṫneaṁaiġe leó síneaḋ folláin binn an tsléiḃe nó foṫram borb na bóċna ag dul 'na gcluasaiḃ, agus í ag borraḋ is ag briseaḋ tré ċuasaiḃ Aicle nó Cliara, ná ceol binn na Gaeḋilge a béalaiḃ na dtuataċ. Ċífear annsoin gur móide mór-ċúis ṫuataiġ an iarṫair é n-a ṫaoḃ féin agus i dtaoḃ a ṫeangan.

Cuirtar i n-uṁail dó, níḋ naċ iongnaḋ, naċ fuláir dó eolas ar Ḃéarla do ḃeiṫ aige i ngnóṫaiḃ an tsaoġail; agus gur ró-riaċtanaċ dá ċlainn a eolas a ḃeiṫ aca i gcoṁair lae ḃuainte an foġṁair i Sasana nó i gcaṫraċaiḃ móra Aimerice. Ḃíoḋ a ḟios aige naċ trúig ceann-fé dó a ḃeiṫ air é, aċt cúis ṁór-is-fiú, géilleaḋ a ṫaḃairt dá ċlaontaiḃ nádúrṫa, agus cluas a ṫaḃairt go hurramaċ don gcléir ⁊ é ġá ċoṁairliuġaḋ ar a leas a teangain sean-naoṁ a ċiniḋ; agus gur móide suḃáilce ⁊ grinn a lín tiġe é na sean-sgoruiḋeaċta do ċur ar siuḃal arís, le geoin meiḋreaċta na Gaeḋilge, atá ċoṁ suairc leis an mil do ḃíoḋ ar ḃórdaiḃ fleaḋ na sean-Ġaeḋeal, agus í ag cur scaipeaḋ ar an gciúineas ṁairbṫeaċ do ḃí le fada ar fuid a ḃóṫáin, de ḋearcaiḃ leaṁ-urlaḃra an ċoigcríċiġ do ċleaċtaḋ.

Curtar i dtuigsint go soiléir do luċt laḃarṫa na Gaeḋilge go bfuil taḃartar mór-luaċṁar ar ḟeilḃ

aca, agus naċ fearr a ṫéiḋeann báire camáin ḋí sláinte ná mar a ṫéiḋeann eólas ar ṫeangain a sin-sear d'á n-intleaċt; annsain ní baoġal báis feasta ḋi é.

Aċt ní leór an méid sin amáin. Más mian leis na Gaeḋealaiḃ seo go ḃfuil treo maiṫ orta go luiġ-feaḋ na tuaṫaiġ Ġaeḋealaċa ar aiṫris a ḋéanaṁ ar nós, cromaidís féin ar dtúis air. An té ċáinfeaḋ nó a ṁolfaḋ an teanga Ġaeḋilge, ní fuláir dó eólas do ċur uirṫe ar dtúis. Ní ḃaineann sé liom-sa, san aiṫeasc so ná fuil ceapaiṫe agam aċt ċun Éireannaiġ óga do ċur ag maċtnaṁ, éan-ċur síos a ḋéanaṁ ar an moḋ buḋ ḋeaṁraiṫige go ḃféadfaiḋe an teanga do aiṫḃeoḋuġaḋ.

Éan-ṗaróiste gur b'í an Ġaeḋilg atá ar eolas ag an gceaṫraṁaḋ ċuid de na leanḃaiḃ scoile, dá gcuirtí oide innte do ḃeaḋ eolgaċ ar í labairt agus tuaras-tal do ṫabairt dó de ḃarr a ċuid eolais ar an dá ṫeangain, agus gan éin-ġiúistís ná éan-oifigeaċ ṗuiblíḋe eile do ċur ins na ceanntraiḃ Gaeḋealaċa ná beaḋ eolas ar Ġaeḋilg aige—ní ḃeaḋ ann aċt mar a deintar sa Ḃreatain agus i dtuaisceart na hAlban.

Téimís níos sia ar an gceist: níl éan-ċúis taḃáċtaċ i dtaoḃ tairḃte nó teagaisc, ná cuirfiḋe teanga na hÉireann ar ċlár an Scrúduiġte Meaḋón-aiġ, i n-ionad Laidne nó Gréigise nó Fraincise féin. Ní túisce ḃíonn tosaḋ stúidéir na mac léiġinn soillsiġte ná mar a mbíonn eolas neaṁṫairḃtiġe na

Laidne agus na Fraincise ḃí foġlumṫa aca imiġṫe as a gcuiṁne uaṫa, seaċas eolas ar a dteangain féin do ṫaḃairt dóiḃ, ionnus go ḃféadfaidís cainnt a ḋéanaṁ le luċt a laḃarṫa, agus eolas d'ḟaġáil ó n-a mbéal-aiṫris ar ḃeaṫaiḋ ġrinn a sean do ċuirfeaḋ aiteas le n-a saoġal orṫa.

Ní raiḃ sé ḃun ċeiṫre ċéad mac léiġinn na Gaeḋilge istiġ ar an Scrúduġaḋ Ṁeaḋónaċ i n-uraiḋ. Is é is dóiċiġe go raiḃ dá ċéad míle d'ár ndaoiniḃ óga ag casaḋ le saġas éigin eolais do ċur ar Ḟraincis agus ar Laidin. Dá mbaḋ ag claoi le heolas d'ḟaġáil ar a dteangaiḋ dúṫċais féin do ḃeidís, nár ṁór mar ṫaca iad ċun úirscéaluiḋeaċt ġrinn na Gaeḋilge do ṫaḃairt leo aniar ó n-a mboṫán-aiḃ, agus í foirleaṫanuġaḋ go buan agus go bríoġṁar ar fuid críċe Fódla.

Is mór ar fad an láṁ ċaḃarṫa atá taḃarṫa ag Easpuig na hÉireann uaṫa agus ollaṁnaċt Gaeḋilge do ċur ar bun i gColáiste Ṁaġ-Nuaḋat.

Ní ag dul ṫar fóir é a ráḋ, dá mbeaḋ sé ar a ċumas ag an Aṫair Eoġan Ua Graṁna, gaċ a ndeintar de ṡagairt óga i gColáiste Ṁaġ Nuaḋat gaċ bliaḋain do ġríosaḋ le n-a ṫeas-ġráḋ féin, ná beaḋ de ḃreiṫ ar urlaḃra Oisín do ḋíṫ-ṗréaṁuġaḋ a fearann na Féinne ná an creideaṁ do ṗlannduiġ Pádraig na mbaċall innte do stracaḋ as a ṗréaṁacaiḃ.

Aċt do réir mar ċítear daṁ-sa 'sé an níḋ é is riaċtanaiġe ċun buan-aiṫḃeoḋuġaḋ ⁊ foir-leaṫan-

uġaḋ na teangan do ċur ċun ċinn ná atarruġaḋ do ḋéanaṁ ar an Acadaiṁ Ġaeḋealaiġ fé láṫair nó ceann nua do ċur ar bun, ar ċor go ḃféadfaiḋe coṁaċt intleaċta na Gaeḋealtaċta do ċur le ċéile i n-aon ċumann aṁáin ná beaḋ a atarraċ intinne aca aċt a ḃeiṫ go fíor-imniḋeaċ ar son na teangan ⁊ ná beaḋ ċoṁ beag-anmaċ ⁊ iarsmaí ársa sár-luaċṁara na nGaeḋeal, d'ḟág scoláirí tír-ġráḋaċa mar Hudson, Mac Uí Argadáin agus Ḃilde mar oiġreaċt ag Clannaiḃ Gaeḋeal, do scaoileaḋ uaṫa anonn go South Censington, ċoṁ maiṫ ⁊ nár ḃfiú iad spéis a ċur ionnta; cumann gur ḃ'eol dóiḃ cionnus cúrsa na teangan do stiúruġaḋ mar buḋ ċóir a ḋéanam ⁊ go mbeaḋ gean a ndóṫain aca uirṫe, agus meanma ċun breaġṫaċt a filiḋeaċta agus gaċ saġas stairiḋeaċta eile, dá taiṫneaṁaiġe agus dá táḃaċtaiġe, d'ḟoillsiuġaḋ os comair súl luċt léiġinn an tsaoġail.

Dá gcuirfiḋe Acadaṁ nua ar bun, do ḃeaḋ sé ċúram scoláire, mar ċuid aca so atá n-a mbeaṫaiḋ fós—cuirim i gcás Gilbert—go mbeaḋ eolas cruinn aca ar ċeisteannaiḃ cruaḋa do réiḋteaċ, nó go mbeaḋ teas-ġráḋ an Ċraoiḃín Aoiḃinn aca ċun stuidéir a ḋéanaṁ ar an dteangain fé mar atá sí i mbéalaiḃ na ndaoine, agus do ṫaḃarfaḋ canaṁaint agus scríḃneóireaċt gaċ cúige fé riaġail aon uġdar-ṫáis aṁáin, agus slaċt do ċur ar a ḃfuil fágṫa againn de scríḃinníḃ agus de ṡeanċuiḋeaċt neaṁ-ṡlaċtṁair ar ċuma do ḃeaḋ oireaṁnaċ don ré seo,

agus réim nua-litriḋeaċta do ċruṫuġaḋ, ciaca ar Gaeḋilg nó ar Béarla é, aċt go mbeaḋ cuma agus cruṫ agus greann na sean-aimsire uirṫe.

Do ḃeaḋ tuilleaḋ naċ é le déanaṁ aca. Níor ṁór ḋóiḃ dlúiṫ-ċeangal caradais do ḋéanaṁ idir Ċlannaiḃ Gaeḋeal atá scaipiṫe ar fud an doṁain agus a ndeiġ-ṫréiṫe do ċur fé ṁeas arís os coṁair an tsaoġail; agus ceol a sean do ḃeiṫ ḋ'á ċleaċtaḋ aca, agus drámaiḋeaċt ḋúṫċasaċ fíor-Ġaeḋealaċ do ċeapaḋ—rud ná fuil fós le faġáil; agus láiṁ-scríḃinní luaċṁara stairḋa do ċnuasaċ go ḃfuil na leoġain dá gcoġaint i leaḃarlannaiḃ Ṡasana agus i mainistríḃ i gcéin; agus an cóṁṫolán do ċur ar siuḃal arís ċun scaipeaḋ do ċur ar ġruaim na ndaoine, i n-éinfeaċt le féileaṁlaċt ársaiḋ, lúiṫ-ċleasa agus gárṫa na Teaṁraċ do ċur fé réim arís ar fud na Banban.

An é an ḃraiċ gan lionn é do Ġaeḋealaiḃ na hÉireann ḃeiṫ ag ḃraiṫ go mbéarfaiḋ an tráṫ orṫa go sroiċfiḋ siad oileáin agus gleannta na hAlban, tar éis tulcaí garḃa na Maoile a ċur ḋíoḃ, agus ceangal cáirdis do ḋéanaṁ níosa ḋlúiṫe ná mar a deineaḋ le déiḋeanaiġe é idir ṡlioċt na laoċraiḋe do ṡealḃuiġ iad agus do rug buaḋ fé Aonġus agus do ṫug uṁlaċt do Ċolm Cille agus dul níosa sia ná soin féin, ar ṁuir ⁊ ar ṁaċaire, ar lorg treaḃaċais gur gairid é ar ngaol leó atá n-a gcoṁnuiḋe i nOileán Ṁanann, ⁊ i measc sléiḃte ceoiġ na Breataine, agus caṫraċ ársa Breataine na Fraince, ⁊ a

ruḃáilcí agus a dtréiṫe do ċur leis an nGaeḋealtaċt eile atá ag dul i méid ⁊ i dtreise sa ré nua so, agus leiġeas a ḋéanaṁ ar an gcnaoiḋ ṁarḃṫiġ atá ag cur éadóċais ar an sean-aois tnáiṫte seo, i dtaoḃ anma ⁊ cuirp, le spriodáltaċt ċoṁ beo agus cróḋaċt ċoṁ neaṁ-eaglaċ agus meon ċoṁ neaṁ-ṫruailliġṫe ⁊ do ḃíodar le linn mí-ḟaoġaltaċta agus macántaċta na sean-aimsire.

Nílim dá iarraiḋ ar mo ċoṁḋúṫċaisiḃ failliġe do ṫaḃairt insna niḋṫiḃ is riaċtanaiġe fé láṫair, agus imniḋe do ḃeiṫ aca ionnta so ná fuil dul ar a gcur ċun cinn fós. Aċt táim dá iarraiḋ orṫa go lán dáiríriḃ gan a ṁeas a ṫuilleaḋ naċ mian le héin-neaċ ar dteanga náisiúnta do ċosaint ar an mbás aċt le daoiniḃ atá ar ḃeagán céille, aċt a fios a ḃeiṫ aca ná ḃeiḋ éin-niḋ níosa usa le déanaṁ ag Feis na hÉireann ná is mó a ḃeiḋ de ḟonn orṫa ċuige ná is dualgaisiġe ḋóiḃ a ḋéanaṁ ná teanga na Teaṁraċ do ċur fé ġradam arís.

Ní beag de ċúis ġuil é don Ġaeḋeal maċtnaṁ a ḋéanaṁ ar stair-ċúrsaíḃ a ṫeangan. Ní raiḃ d'á barr aige ar feaḋ na gcianta aċt tarcuisne agus ḃeiṫ fé ḋaor-smaċt na dliġe, agus cuir a ḃáis aṁáin.

Ḃí sé coirsgiṫe ar Ċlannaiḃ Gaeḋeal taḃairt suas do ḃeiṫ orṫa. Ḃí clódóireaċt leaḃar i n-ainḃfios orṫa, agus iarsmaí litriḋeaċta a dteangan scaipiṫe agus curṫa i ḃfolaċ aca, agus ag feoċaḋ i láiṁ-scríḃinníḃ, ar eagla go ndaorfaiḋe le ceannairc iad, dá mbéarfaiḋe orṫa agus iad do ḃeiṫ aca.

Aċt níor ċuir an daor-smaċt go léir eagla ar na filiḃ i ċanaḋ ná ar na scoláiriḃ i scríoḃaḋ ná ar an gcléir teagasc a ṫaḃairt d'á dtréid airte, ná níor ċás leo agaiḋ do ṫaḃairt ar gaċ amġar dá ġéire agus an bás féin d'ḟulaing de ḟonn í ċosaint, de ḃríġ gur ḃ'é an greim duḃaċ leo é droiċ-ċríċ d'á breiṫ.

I laeṫiḃ na bainríoġna mallaiġṫe úd, Eilís, dob' é an sár-staraiḋe úd Duḃaltaċ Mac Firbisiġ do ḃí n-a cúram, agus é ag cur le ċéile an leaḃair iongantaiġ úd, na Geinealaċa, i n-onóir dá ḟlaiṫ, nuair do ċaoin sé go fuiġeaċ ar an gcreiċ do ḃí imiġṫe ar ḟlaiṫiḃ na nGaeḋeal, agus gan an oiread agus ionad a n-aḋlacṫa de ḟeilḃ aca d'ḟearann a sean.

Tráṫ eile dob' é Miċeál Ó Cléiriġ ḃí n-a cúram n-a ċillín ḋealḃ, agus é go caoṁ cíocraċ ag aiṫ-scríoḃaḋ na sean-leaḃar do ḃí cnuasuiġṫe aige, nuair a ċuir sé i n-uṁail brón a ċroiḋe n-a ḟoclaiḃ mí-ṡaoġalaċa féin, gur trúig truaiġ-ṁéile agus taise do ġlóir Dé agus d'onóir na hÉireann é mar ḃí treaḃ Gaeḋil ṁic Néill curṫa le fán.

Tar éis an dá ár d'imir an t-an-spiorad úd Cromail ⁊ an tríoṁaḋ rí Liam ar Éirinn agus a fearann a roinnt, ⁊ a aṫ-roinnt ar an aicme ṁalluiġṫe do ṫaoḃuiġ leo, dob' éigean do ċeannas na Gaeḋealtaċta stríocaḋ de ḃríġ ná raiḃ éan-dul aige ar cur i n-aġaiḋ dliġṫe ifreannda Ṡasana. Aċt i lár an léir-screasa go léir níor ṫáinig an maoluġaḋ ba luġa ar ṁisneaċ ċroiḋe an Ċéitinniġ, agus é

i bḟolaċ i nGleann Eaṫarlaiġ, cé go raiḃ an mac mallaċtan droiċ-ḃeartaċ úd Cairiú go fraoċṁar ar a ṫóir; agus níor luġa ná ar ṫáinig de ṁisneaċ ar an bḟlaiṫḃeartaċ 'na ḃóṫán i gCuan na Mara ná ar an loingseaċ n-a ċillín sa Loḃáin.

Aċt do leanadar orṫa go caoin-dúṫraċtaċ ag cur litriḋeaċta na Gaeḋilge le céile le súil go n-eireoċaḋ breacaḋ lae na síoṫċána uirṫe. Aċt i n-ionad na síoṫcána, ba ḟeaċt mí-áḋṁaraiġe an aoide do ḃí i ndán di.

Níor ṁó broḋ agus ár Ḋroiċead-Áṫa nó brisead na Bóinne seaċas na reaċtaí diablaiḋe do ceapaḋ i n-aġaiḋ Clanna Gaeḋeal le linn ċeannais na bain-ríoġna Anna agus an ċéad rí Ṡeoirse.

Do ḋeineadar ruagairí reaṫa ḋen tsagart agus ḋen oide scoile. Doḃ' éigean dóiḃ teiċeaḋ leo féin, ⁊ dul i bḟolaċ ar fuid fiaḋantais na ngleann, agus gan d'ionad ná de ċóir ag an sagart ċun aifrinn Dé a ṫaḃairt uaiḋ ná ag an oide ċun múinteoraċta aċt fé ḋíon ḃoṫáin anacraiġ éigin, nó foṫraċ gan fiú na dtaoḃán air—nó cois ċlaiḋe, nó cliaṫán carraige, agus gan a aṫarraċ scáṫa orṫa ó loscaḋ gréine an tsaṁraiḋ ná d'ḟoṫain aca ó ṫaca niṁneaċ nó ó ċlagarnaiġ an duḃluaċair.

Aċt ċuaiḋ sé ḋíoḃ go léir ċroiḋe do-ċlaoiḋte an ḟileaḋ agus an scoláire Ġaeḋilge do ċlaoi; agus mar ḟinné ḟírinneaċ air sin, is i gcaiṫeaṁ aoise na daor-ḃruiḋe sin do scaoil an Cearḃallánaċ a ċuid ċeoil agus duan síḋe-ḃinne ar fuid na Banban, agus do

ċloiseaḋ "An Londuḃ," "An Druim-ḟionn Donn Dílis" agus "Fáinne Geal an Lae" ó'n mbuiḋin iongantaiġ úd "Báird agus Filí na Muṁan" do ḃí scaipiṫe ar fuid na cúige sin, agus gan d'á ngríosaḋ aċt ná raiḃ dul ag croiḋe an Ġaeḋil gan toċt mór a ġéar-ċráḋa do scaoileaḋ uaiḋ i ndán nó briseaḋ dul air.

Feirmeoir i Ráṫ Luirc do b'eaḋ duine aca. Oide scoile i gConntae an Ċláir duine eile aca. Ceoltóir caoċ i dTiobraid Árann do b'eaḋ duine eile aca—daoine go ḃfuil a n-ainmne i n-ainḃfios anois ar na daoiniḃ a ġaḃann a n-aṁrán, an tráṫ is caoine a ḃíonn a smaointe agus is mó ḃíonn aiteas ar a gcroiḋṫiḃ.

I gcionn scaiṫiṁ d'eiriġ tír-ġráḋṫóirí agus scoláirí i measc luċt an nua-ċeannais agus an Sacs-ḃéarla mar urlaḃra aca. Do ṫosnuiġeadar go mall ar a ṫaḃairt fé ndeara a ársaiḋe agus a ṫaiṫneaṁaiġe a ḃí litriḋeaċt na Gaeḋilge do ḃí curṫa ar gcúl ag fuid na gcnoc le fada ḃliaḋantaiḃ, agus do ḃí mar ċúis ċnáiḋe ag luċt léiġinn. Le linn na haimsire sin isead do ṡoláṫair Éamonn De Búrca do Ċoláiste na Tríonóide an leaḃar iongantaċ úd naċ féidir a luaċ d'áireaṁ, "Reaċtaí na mBreiṫeaṁ," taréis beiṫ céad bliaḋan ar fán dó agus ar ceal ar fuid boṫán Ṫiobrad Árann, agus do ceannuiġeaḋ Ogygia Uí Ḟlaiṫḃeartaiġ ar fiċe giní, agus an leaḃar iolstartaċ úd, "An Leaḃar Breac," ar ṫrí ṗuint, trí déag is dá tuistiún.

Dob' é an tuitim amaċ truaiġ-ṁéileaċ é, i stair ċeangan do ḃí imiġṫe naċ beag, do réir mar a saoileaḋ, gur b'é sin an tráṫ do ṫángtar ar an “Seanċus Mór” go míorḃuilteaċ, mar adéarfá, ⁊ gan a ṫuairisc le faġáil le ciantaiḃ, agus a ráḋ go raiḃ na scoláirí dob' ḟearr a ḃí n-a mbeataiḋ an tráṫ soin i n-ainḃfios ar an sagas cainnte do ḃí scríoḃṫa ann.

Fé ḋeire do ṫáinig uġdarṫás scoláire ilṫeangaḋ na Frainnce agus na Gearmáine 'gá ráḋ go raiḃ bun-eolas coṁ táḃaċtaċ le faġáil sa tSean-Ġaeḋilg ar stair na hEórpa roiṁ ré na Róṁánaċ le stair na gCaesar ar ṁór-ċáil caṫraċ na Róiṁe féin.

Le linn na haimsire sin, d'éiriġ buiḋean scoláire cruinn-eolgaċ sár-imniḋeaċ Gaeḋilge i ḃfus againn féin—Peitrí, Seaġán Ó Donnaḃáin, agus Eoġan Ó Coṁraiḋe, do ḋein craoḃscaoileaḋ go soiléir ar stair-ċúrsaiḃ na teangan agus do ċuir aicme a cáinte agus cnáiḋe n-a gcoṁnuiḋe. Ċuireadar n-a luiġe ar scoláiriḃ an tsaoġail coiḋċe arís nár ḃ'iongnaḋ do Ċlannaiḃ Gaeḋeal greamuġaḋ d'á sean-leaḃraiḃ le greim do-scaoilte duine do ḃeaḋ i nguais a ḃáiḋte, agus nár ḃ'éan-ġlafairneaċ é a ḃí scríḃte ionnta ag daoiniḃ tuaṫalaċa neaṁ-eolgaċa, aċt finniḋṫe fírinneaċa ar staraiḋeaċt agus ar litriḋeaċt níosa ársaiḋe ⁊ níosa aiteasaiġe ná mar atá ar ḟeilḃ ag éin-treiḃ Eorpaiġ eile ar an dtaoḃ amuiġ de na Gréagaċaiḃ ⁊ de na Róṁánaċaiḃ féin.

Do ḃí an lá le luċt cosanta na teangan fé ḋeireaḋ, aċt cé gur ṁór ag an luċt léiġeannta í,

ḃí na cainteoirí ar fuid na gcnoc d'á scaoileaḋ ċun báis. Ba ṁór é meas luċt teangṫaċa uirṫe ; aċt i dtaoḃ an Ġaeḋil óig gurab airse do deineaḋ é oileaḋ ⁊ gurab innte do cumaḋ ⁊ do neartuiġeaḋ a ṁeaḃair ċinn agus do ċuir a ċuid fola ag gluaiseaċt go luaimneaċ tré n-a ċuisleannaiḃ, níl de ṁeas aige uirṫe ná de ṡuim aige innte aċt mar a ḃeaḋ i gcoigcríoċ droċ-ċúmṫa agus gan uime aċt ḃrat lom-ċaiṫte nó duine dealḃ gaolṁar dó do ḃeaḋ n-a ċoṁnuiḋe i mbéal a ḋorais aige.

Nílim dá iarraiḋ an oireaḋ suime do ċur innte fé láṫair agus do ċuirfeaḋ an toirmeasc buḋ luġa ar an ngnó atá dá ċur ċun cinn againn anois, mar ná féadfaḋ éin-níḋ do raġaḋ ċun ár dtairḃṫe do ċur ċun cinn mar buḋ ċeart aċt fé ċuram macnais Feise Náisiúnta.

Táim lán-deiṁniġṫeaċ ná déanfar éan-aiṫḃeoḋuġaḋ coitċionn de ṡonn cúiteaṁ a ḋéanaṁ i ḃfaillíġe na haimsire atá imiġṫe agus is luġa ná soin a déanfar é le hintinn an Béarla do ċur ar gcúl.

Is ait an níḋ é, go gcaiṫfear a ḋearḃuġaḋ go ḃfuil urlaḃra ar n-aṫraċ ċoṁ oireaṁnaċ mar ċainnt agus ċoṁ taiṫneaṁaċ le hintleaċt na Gaeḋealtaċta atá suas anois agus do ḃí báire camáin agus fiaguiḋeaċt do ṡláinte ċuirp na sean-Ġaeḋeal. Ní fuláir a ċur n-a luiġe ar Ġaeḋealaiḃ na linne seo mar an gcéadna naċ cúis aiṫise ḋóiḃ eolas do ḃeiṫ aca ar teangain a dtíre féin, agus gan beiṫ dá

ceilt, ċoṁ maiṫ agus dá mbaḋ táir-oiġreaċas í atá de ṡeilḃ aca ó n-a sinsear, aċt cúis na mór-ċúise buḋ ṁó d'ḟéadfaidís a ḃeiṫ aca, a ḃeiṫ ar a gcumas í laḃairt, agus gurab aiteasaċ ṫar barr í mar aḋḃar stuidéir, agus gurab í a ṫaḃarfaiḋ aiṫne ḋóiḃ ar na sean-leasaiḃ do ṁeasadar a ḃeiṫ fé ḋraoiḋeaċt, le linn a leanbaiḋeaċta, agus gurab aiste a ġeoḃaid ceol na salm do ċan sean-naoiṁ na hÉireann i n-allód ag gabáil molaḋ le Ríġ mór na gCoṁaċt is na bḞeart; gurab uaiṫe a ġeoḃaid fuaim gár-ċaṫa na seana-laoċ, agus caoin-ċogarnaċ na gcumannaċ n-óg, agus iad ar scáṫ tobair ḋraoiḋeaċta éigin.

Cá bfuil a ḟios ná gur b'é toraḋ ṁaċtnaiṁ na hóg-Ġaeḋealtaċta so é ná coiṁlíonaḋ a ḋéanaṁ ar an dtairngreaċt úd go mbeiḋ teanga na Teaṁraċ agus Ċinn Coraḋ fé ṁeas fós i nÉirinn, agus go mbeiḋ sé de luaċ saoṫair ag na daoiniḃ agus de ṡólás orṫa a ḋílse mar a ḋeineadar í ċaoṁnaḋ 7 í i gcontaḃairt a báis—mar baḋ ṁeasa leo a bás ná a mbás féin, a ráḋ gur riṫ leo, gur rug sé na síoċċána uirṫe, agus go mbeiḋ sí mar ċeangal ċaoṁ-ċaradais idir Ċlannaiḃ Gaeḋeal le ré an tsaoġail, agus mar ċeann-tobar aca, d'á ngríosaḋ ċun filiḋeaċta agus ceoil a sean do aiṫḃeoḋuġaḋ, agus d'á mbrostuġaḋ ċun aiṫris a ḋéanaṁ ar a mbeaṫaiḋ mí-ṡaoġalaiġ macánta deiġ-ṁéinniġ agus ar a n-éirimíḃ uaisle, mar is deaṁ-raṫaċ gurab ionnta aṁáin atá leiġeas le fáġail ar inntleaċt tnáitte an tsaoġail.

(A ḋeire.)

# Tagra.

l. 1: i ndáiriríb = dáiríríb, in earnest, serious. Promhadh, proof, test. Ní mó, not the more, neither. Rachtmas, wealth, affluence.

l. 2: Fé áird-réim, in full sway. Cad chuige, to what end, for what purpose. Ag claonadh chun, tending towards. Do foirleathanughadh, to extend. Do chur ar ceal, to cause to disappear, to destroy. Éaganta, foolish, silly. Neamh-spleáchas, independence, ar an gcéad dul síos, in the first place. Comh maith 7 ná beadh . . . acht, as if (as though) there should only be.

l. 3: Ath-chruthuighthe, of the rehabilitation. So-imighthe, fleeting. i n-éin-litridheacht náisiúnta leithlighe, in any separate national literature; leithlighe. *gen.* of leithleach, *f.*, the state of being aside or apart, ar leithligh, apart. Agus a rádh, and to say it = seeing that, when one sees, because, etc. A iarradh = a iarraidh, to ask (it).

l. 4: Mion-shnuidhte, minutely chiselled. Falla, a wall, also balla. Coiréal, a quarry. Roiligíbh = reiligíbh, *dat. pl.* of roilig = reilig, churchyard, sepulchre. Madhm, breach. As ar raideadh, out of which were cast. 'Na ngiotaíbh fogha, in fragments. Ragairne, nightly carousing.

l. 5: A bheag nó a mhór, its little or its much = something, small or great. Caitheamh, wear. Ar ár gcloigtheachaibh, on our round towers. Fó-thruaghán, odd (occasional) wretched person. Sean-fhotharacha, old ruins. Do thug a saoghal romhainn, who spent their lives before our time. Caomh-uaim, the pleasant poetic sound; uaim is properly alliteration.

l. 6: Comh mór-is-fiú, as valuable. Oighrighthe ar, inherited from. Ámhthach, however, though, but. Adhgáin, *gen.* of adhgán = eagán, abyss. Cé'r díobh sinn, who our ancestors were; cé'r díobh tú is common = what is your surname (race or family)? Cad as dúinn, whence we came, whence we are derived.

l. 7: Iarghcúlda, backward, dire. Gan dul d'ár bhfuinneamh, without losing our vigour. Acht a atharrach, but the very opposite. 'Na fhochair sin, moreover, *lit.* along with that. Ar bhaoth-mhaoidheamh a deagh-oileadh ar gcinidh, against vain boasting about (*lit.* out of, a = as) the good breeding of our race. Deamhraithighe = deallradhaighe, more likely. Truigh, cause; an truigh fé ndeara léi, the cause that produced it or brought it about. Níosa thúisge ná (also níos túisge ná), rather than. Táir-bheart (*lit.* base deed), disgrace.

l. 8: Léir-ḟeanċas, a complete (clear) account or genealogy, ar a ṫuismiġṫeoiríḃ, of his parents or forbears. Ba ṁó le ráḋ ḋíoḃ go léir, the most important of them all. Ní ag dul ṫar fóir é, it is not asserting too much, *lit.* it is not going beyond relief or recovery. Ag lonnuġaḋ, abiding, still remaining. Forlán, very full, complete. Caiṫṫeaċ, spendthrift. Ionnṁus, the treasure.

l. 9: Deiġilt, a separation. Níosa ḟírinniġe = níos fírinniġe, more truthful or trustworthy. Do-aṫarruiġṫe, unchangeable. Le haillṫíḃ na Fódla, otherwise le haillteaċaiḃ na hÉireann, as the clifts of Erin, or Ireland. Bóċna, ocean, sea. Ná beireaḋ éinne leis, let no one take away the notion with him, let no one imagine. Níosa ḃfearr = níos fearr, better.

l. 10: Níosa ṫreise = níos treise, stronger. Ar a ċoṁ-ṁaireannaiḋṫiḃ féin, over his own contemporaries. A ṁeoin ḟuairc féin, of his own pleasant nature. Íḃe, drinking. Aigeanta, natural; in common use "ordinary," lá aigeanta, a week-day (W. Muns.), cp. *cach lathi aicenta*, "every ordinary day," *Aislinge Meic Conglinne*, edited by Kuno Meyer, pp. 88 and 89; the use of such a spelling as aicionta shows want of historic perspective, all the stranger as the word is a *living* one in the correct modern form aigeanta. Forlongṗort, camp.

l. 11: Do ḃeaḋ sé air aca, they would have to, *also* it would be as much as they could do. Go mbeisí = go mbeiṫí, that people would be. An túisge, as soon as, when. Scríḃte = scríoḃṫa, written. Inléiġte, readable. Claoċlóḋ, change, corruption.

l. 12: Éin-deaṁraṁ = éin-deallraḋ, any appearance. Forainm, pronoun. Réaṁ-ḟocal, preposition. Ar ċanaṁaint do ḃaint as na foclaiḃ, to pronounce the words, *lit.*, to take pronunciation out of the words. Saṁluiġṫear ḋó, it appears (seems) to him, he fancies. Deaṁraṁ = deallraḋ, appearance. Docaṁlaċt, difficulty. Beiḋ riṫ an ráis leis, "he will get on like a house on fire," etc., *lit.*, the running of the race will be with him (will favour him).

l. 13: Ní ḟóirfeaḋ éin-riaġlaċa orm ċuige, no rules would assist me in it. Idir ḋá linn, in the meanwhile, in the interim.

l. 14: Oiḋċe ḋíṫ-ré, on a moonless night; also oiḋċe ḋuiḃ-ré. Taisteal aiḋe, traveller. Tír iasaċta, foreign country. Maoluġaḋ misniġ, discouragement, *lit.*, blunting (lessening) of courage.

l. 15: An fiú leis air é, is it worth while. Iolsmaointe, various thoughts. Do-innste, unspeakable.

l. 16: Síor-ċasaoid, always complaining. Iolscoileannaiḃ *(dat.)*, the universities. Níosa ṁó = níos mó, more. Níosa luġa = níos luġa, less. Ag déanaṁ píordála tré, poring over, scrutinsing

l. 17: blaḋmann, boasting. leaḃarlannaiḃ *(dat.)*, libraries. Níor ḃuail an té sin umam fós, I have not yet met that person. Léir-ċruinneas, perfect accuracy.

l. 18: Drámaiḋṫe, dramatists.

l. 19: Coṁ-aimsearaċ, contemporary. Siḃialtaċt, civilization. Taistealaiḋeaċt, travelling.

l. 20: Barúntaċta (*gen.*), barony. Bainistiḋe, management. Cóiṁ-ċeart, equal justice. Ar eaċtraiḃ maraiḋeaċta, about sea-voyages. Deaġ-ṫaiḋḃseaċ, of considerable size.

l. 21: Druinneaċ, hunchbacked; also dronnaċ. A aṫarraċ, quite another thing, the very opposite. Aċt ná stríocann sé ó, but that it does not shrink from. Meon, nature, natural disposition.

l. 22: Le saoġal na ré, *lit.* for the life of time = for ever, to the end of time. Fo-ḋuine, an odd or occasional person. Oiġriṫe, inherited. Luċt an ráċtmais, people of affluence, people in easy circumstances. Do lonnóċaiḋ, which will remain. Le ré na gréine, *lit.* for the life of the sun, as long as the sun lasts, for ever. Caoin-ċroiḋeaṁail, tender-hearted. Ceileaḃar, warbling. Ní'l sé ar a gcumas ag luċt na cnáiḋe ná na mailíse, neither mocking nor malicious people can.

l. 23: De ḃríġ go ḃfuil dearḃuġaḋ déanta air ag, for it has been proved by. Aiṫ-sgríoḃaḋ a deineaḋ ar eaċtraiḃ béal-aiṫriste, a re-writing (or copying) of oral sagas. Braiṫ a ḃeiṫ aige le, to expect to, that he should have an expectation to. Ag braiṫ ar, depending on finding, expecting to find. Ag dul i ndíċreideaṁ, becoming unbelieving or sceptical. Ag cur a ċáile i n-áirde, increasing his fame or renown. Ag cur le n-a ṡáṁairiḋeaċt saoġalta, adding to his wordly ease.

l. 24: Ag déanaṁ dúr-ṁaċtnaiṁ ar, thinking hard or pondering deeply over. Ag cur éadóċais ar an saoġal, causing the world to despair. A ṫaḃarfaiḋ aiseag dó ar a ḋóċas, which will restore to him his hope. Maran = munab, if it is not. De ḋruim, on account of, as a result of. An ionntaoiḃ do-laḃarṫa do ṫáinig dóiḃ aiste, the ineffable confidence that they acquired in her. Slánuġaḋ na haoise saoġaltánaiġe seo, the salvation of this worldly age.

l. 25: Neaṁṫruailliġṫe, uncorrupted. Buan-ġreamuġaḋ, the persistent adherence. A ndlúṫ-aiṫris ar éirimiḃ ársa a gcinid, their close imitation of the ancient qualities of their race. A gceap-sinnsear, of their racial ancestors. Níosa ṡoiléire = níos soiléire, clearer. Leaṁ-ḟuar, insipidly cold. Seana-úirsgéaluiḋeaċt, ancient romance or story-telling. Dálṫa = dálta, like, just like. Is aiste naċ fuláir litriḋeaċt Gaeḋilge do ċeapaḋ, from it must Irish literature be shaped, or given form. Tear-

aiḋeaċt, warmth. Beag le ráḋ, unimportant, trifling. 'Na héagmuis, without it. San Orḃuaiḋ, in Norway Lom-ċaiṫte, threadbare.

l. 26: An té go mbeiḋ sé de ḃarr-ḃuaḋ aige, he who will have the supreme good fortune. Ná deineaḋ sé aiṫris ar, let him not imitate. Do-aiṫriste, obsolete. Ionaiṫriste, suitable for narration, in the current method of narration. A aeraiġe ⁊ a ṁío-ṡaoġalaiġe mar ar ṫugadar a saoġal, how merrily and in what an unworldly manner they spent their lives. A ċruinne ⁊ a líon-ṁaire mar ar ṁoṫuiġeadar, how accurately and how fully they felt. Iaraiḋeaċt, creepy sensation, fear of the supernatural. Do-ċoimsiġṫe, incomprehensible. Sid iad, these are. Do ṫug sé do-ṁarḃṫa do'n ċineaḋ, which have caused the race to be immortal. An fear ṫall, the other man, the opponent in the argument. Tá sé Ṗan ar ceal le ciantaiḃ, the period of Pan is past and gone for ages. Ní mór eile aca atá fágṫa, not many more of them are left. Cad é an ḃreiṫ atá ar, what means is there of, how can.

l. 27: I n-éagċruṫ an ḃáis, in the throes of death. Do ċuireann a gnás i ngnáṫ-úsáid, who habitually use its idiom. Ar a ḃeag, at least. Agus a ḋeaṁraṁ (=ḋeallraḋ) orṫa, and have the appearance, and things look thus in regard to them. Gur fada uaṫa anonn atá feoċaḋ an ḃáis, that the decay of death is still far away (or distant) from them. Ag dul i ndísc, drying up, disappearing. De neart nóis, through dint (or influence) of fashion.

l. 28: An cipín scóir, the tally. Do ċuireaḋ ar ċroċaḋ fé ḃráiġid leanḃ, which was hung around children's necks (*lit.* neck). A ṡliġe ḃeaṫaḋ a ḃaint amaċ, to earn his living or livelihood. Náċ (= ná ní) follus dó, than it is not evident to him, than he cannot see, than he fails to see. Naċ gáḃataraiġe dó long ⁊ fiaċa a ṫaistil a ḃeiṫ aige, that it is not more necessary for him to have a ship (=to embark) and the price of his journey (=his passage-money). Ċun teiċeaḋ leis féin, in order to flee away. Cur fé, to settle. I n-áiriġṫe dó, certain for him; 'n-a ḃfuil . . . i n-á. dó, in which he will be certain to get. A sliġe ṁaireaṁna do ḃaint amaċ 'na éaġmuis, to earn their livelihood without it.

l. 29: I n-ainḃfios ar fad orṫa, utterly unknown to them. Ḟlosc, appetite, eagerness, great desire. A ḃeaḋ i dtaoiḃ le, who would only have, who would be solely dependent on. A ġéarċúise do ḋallaḋ, the stunting of his intelligence. A ċur 'n-a luiġe air, to convince him.

l. 30: Luiḃ-leiġeas, salve, *lit.*, herb-healing. Ag caoṁ-cogarnaiġ, gently whispering. Buan-taca, constant support or dependence. Nac trúig aiṫise ná ceann-fé dóiḃ, that it is no cause of disgrace or despondency for them.

l. 31: Go ḃfuilṫear ag tnúṫ leo n-a taoiḃ, that people are jealous of them (vying) with them in regard to it. A ḋéine mar atá nós ag cur go dian i n-aġaiḋ na teangan, how vehemently

fashion is strongly opposing the language. Ar ꞅaeꝺılꞅ, in Irish. Ar béarla, in English. A mıre mar atá, how quickly is. Aꞅ ꝺul ı bꝼeoċaꝺ, decaying. Aꞅur a ura, mar an ꞅcéaꝺna, mar, and how easily, too. A ḟéaꝺꝼaıꝺe corꞅ ꝺo ċur leır an bꝼeoċaꝺ ro, could a stop be put to this decay. Fór aṁáın, even yet. Dá ꞅcuırtí n-a luıġe ar na leanbaíb, if the children could be convinced. Ar a ꝺteanꞅaın féın, in their own language. ꞅur beaꞅ aca, that they would think little of. ꞅur roġa leo, they would choose, they would prefer. An mbeaꝺ ré ꝺe ṡáraṁ orainn, would we have the satisfaction. Seanmóın = reanmóır, sermon.

L. 32: Labaırt leo aırte, to speak to them in it. Mar ꞅur b'í an ċıall a baınꝼıꝺír ar ná, for how they would understand it is (*lit.* for it is the sense they would take out of it than). Aꞅ tromuıꝺeaċt orta, blaming them. Ní héın-ıonꞅnaꝺ, it is no wonder. ꞅur beaꞅ ar ṫuataċaıb mí-ḟaoġalaċa an ıartaır, that the simple peasants of the west dislike. A mboṫán rúıġ, of their sooty cabins. Dealbar, misery, wretchedness. Le toraꝺ claıꝺeaṁ, by conquest (*lit.* by fruit of swords). Fé nꝺeara ꝺon teanꞅaın, that caused the language (*more lit.* that effected it for the language). An léırín eolaır, the inkling of knowledge.

L. 33: ꞅan truaıllıuġaꝺ ꝺul uırtı, without having suffered any corruption. ꞅur móıꝺe mór-ċúır ṫuataıġ an ıartaır é, that the pride of the peasant of the west is the greater. Leaṁ-urlabra, the insipid speech. Ar ḟeılb aca, in their possession.

L. 34: ꞅo bꝼuıl treó ṁaıṫ orta, who are in good circumstances, who are well off. ꞅo luıꞅꝼeaꝺ na tuataıġ ġaeꝺealaċa ar, that the Irish peasants should take to (begin to). Aıṫrır a ꝺéanaṁ ar nór, to imitate a fashion. Cromaıꝺír féın ar ꝺtúır aır, let them first start it. Aıṫearc, essay, treatise. Éan-ċur ríor a ꝺéanaṁ ar, to describe in any way. Níora ḟıa = níor ría, níor ꝼuıꝺe, further. Téımír . . . ar, let us pursue, follow up.

L. 35: Seaċar, in comparison with, compared to, "towards." Ó n-a mbéal-aıṫrır, from their oral tradition. Fé bun, under, less than. Ir é ır ꝺóıċıġe, what is more probable is. Aꞅ claoı le, attending to (work, etc.), working industriously at. Nár ṁór mar ṫaca ıaꝺ, would they not have been a great mainstay or dependence. Ollaṁnaċt ġaeꝺılꞅe, an Irish professorship. Ní aꞅ ꝺul ṫar ꝼóır é a ráꝺ, it is not (assuming) too much to say (*lit.* not going beyond relief or recovery). Ná beaꝺ ꝺe breıṫ ar, that there would not exist the ability to (or the possibility of). Do ꝺíṫṗréaṁuġaꝺ, to uproot or exterminate.

L. 36: Ná beaꝺ a aṫarraċ ıntınne aca, who would have no other idea or intention. ꞅo ríor-ımnıꝺeaċ, constantly industrious. Beaꞅ-anmaċ, little-souled, wanting in spirit. Do ꞅcaoıleaꝺ uaṫa anonn ꞅo, to let go from them over to. Ċoṁ maıṫ ⁊ nár bꝼıú ıaꝺ, as if they were not worth.

l. 37: Drámaiḋeaċt, drama (*i.e.*, as a department, not a drama or play). Leoġain, moths (also Líbíní Leoġain). Cóṁṫolán, pattern = a popular form of cóiṁṫionól; the latter, however, through the influence of literature, has been kept in use in the original sense "meeting" solely as a literary word. An é an braiċ gan lionn é, *lit.* is it the malt without ale = is it a thing that cannot be hoped for; it looks as if this phrase started from braiṫ, dependence, which has a similar sound, and then that braiċ, malt, caused the use of gan lionn. As if supporting this idea, braiṫ follows in the next line. Tulcaí, waves. Ar lorg treaḃaċais gur gairid é ar ngaol leo, in search of a people to whom we are nearly related.

l. 38: Ná fuil dul ar a gcur ċun cinn fós, which there is no means of advancing (causing to go ahead) yet. Atá ar ḃeagán céille, who have little sense. Ná is mó a ḃeiḋ de ḟonn orta ċuige, or which they will have a greater inclination towards.

l. 39: De ḟonn í ċosaint, with a view to defend it (*lit.* through the desire to defend it). Sár-staraiḋe, excellent historian. Anspiorad, evil spirit, demon. Aṫ-roinn, to subdivide. Do ṫaoḃuiġ leo, that took their side, "that sided with them."

l. 40: Breacaḋ lae na síoṫċána, the dawning of the day of peace. Ruagairí reaṫa, homeless wanderers. Gan fiú na dtaoḃán air, without as much as the rafters on it. Gan a aṫarraċ scáṫa orta, without any other shade. Duḃluaċair, depth of winter. Ċuaiḋ sé díoḃ go léir, they all failed.

l. 41: A ársaiḋe ⁊ a ṫaiṫneaṁaiġe ḃí, how ancient and how interesting was. Iolstarṫaċ, containing many historians.

l. 42: Tuitim amaċ, happening, event. Do ṫángtas ar, "people came on," *i.e.*, people found, was found. Agus a ráḋ go, whilst, although, *lit.* and to say that. Le linn na haimsire sin, during that time. Nár ḃ'éan-ġlafairneaċ é, that it was no mere jargon. Cé gur ṁór ag an luċt léiġeannta í, though it was thought much of by learned people.

l. 43: Atá suas anois, which now exists. Fiaguiḋeaċt, hunting. Ní fuláir a ċur n-a luiġe ar Ġaeḋealaiḃ na linne seo, the Irishmen of this period of time must be convinced.

l. 44: Ċoṁ maiṫ agus dá mbaḋ táir-oiġreaċas í, as though i were a disgraceful inheritance. Caoin-ċogarnaċ na gcumannaċ n-óg, the tender whispering of the young lovers. Cá ḃfuil a ḟios ná gur b'é, who knows but that (it is). A dílse mar, how faithfully.